# From the re-typesetter. . .

The original image file, from Archive.org
https://archive.org/details/gnomharthanana00olea
is in very poor condition, but must be used as a reference by anyone proofreading this document, or using it as a reference.

I have cleaned up the file to the best of my abilities, and reformatted it to A4, and posted the result as:
https://archive.org/details/GnomharthaNaNAspol

The final operation has been to re-typeset the work, clinging to the original format as the cleaned up version above, but using seanchló nua typeface, which is more easily readable than seanchló arsa.

I dedicate my work here in re-typesetting to public domain, and beg all readers to notify me of any errors found in my work, (which will be many), so that I can correct them.

You can find me at:
1/ daveat168@btinternet.com
or,
2/ daveat168@gmail.com

# Gníoṁarṫa na n-Aspol.

## An t-Aṫair Peadar Ua Laoġaire Canonaċ, S.P.

d' aistriġ iad ó Laidin na Vulgáta;

agus do ḃreiṫniġ

## An t-Aṫair Gearóid Ó Nualláin, M.A.,

iad i gcomparáid leis an nGréigis agus

leis na h-aistriġṫiḃ ar a ḃfuil deiġṁeas

na h-Eaglaise.

Táid nótaí agus tagarṫa leó.

Brún agus Ó Nualláin. Teor

I mBaile Áṫa Cliaṫ :: I mBeal Feirste
I gCorcaiġ :: I bPortláirge

**Nihil Obstat:**

**GIRALDUS O' NOLAN,**
*Censor Theol. Deput.*

**Imprimi potest:**

**✠ EDUARDUS,**
*Archiep. Dublinen.,*
*Hiberniae primas.*

*Dublini, die 8 Dec , 1921,*
*Festo Immac. Concept.*

# Gníoṁarṫa na n-Aspol

"Gníoṁarṫa na n-Aspol" an ainim atá ar an leabar so ó ṫusaċ aimsire na h-eagailse, aċ ní ceart a ṁeas, as san, gur seanaċas é ar an obair a ḋein na h-Aspoil. Do fgaipeaḋ na h-Aspoil ar fuaid tíonṫa an doṁain agus ḃí an obair a ḋeineadar go fada fánaċ sgaipiṫe ó ċéile. Ní'l sa leaḃar so aċ tuairisg ġearr ar conus a tusnuíġeaḋ ar an eaglais do ċur ar bun. Tá cuid de ṡeanmóiniú Ṗeadair naoṁṫa curṫa síos sa Dá ċaibidiol déag atá ar tusaċ. Is é Lúcás Soisgéalaiḋe do sgríoḃ é, agus is i nGréigis do sgríoḃ sé é. Tusnuíġeann an seanċas atá ann ag deasgaḃáil Ċríost ár dTiġearna agus stadaiin sé tímpall na bliana trí fiċid a trí, .i. is tuairisg, ġearr ar an Eaglais é ar feaḋ deiċ mbliana fiċid.

## Caibidiol I.

Deasgaḃáil Ċríost. Maitias dá ṫoġaḋ i n-inead Iúdáis.

Do ḋeineas an ċéad ċainnt, a Ṫeoṗiluis, ar na 1
neiṫiḃ go léir a ṫusnuiġ Íosa ar ḋéanaṁ agus ar
ṫeaġasg, Go dtí an lá nar deasgaḃálaḋ é tar éis 2
a aiṫeanta ṫaḃairt do sna h-Aspolaiḃ a ṫoiġ sé, tríd
an Spiorad Naoṁ.
Agus tar éis é féin a ṫaisbeáint beó ḋóiḃ i ndiaid 3
a ṗáise, le mórán deasḃuiṫe, i gcaiṫeaṁ daċad lá,
'ġá ṫaḃairt féin le feisgint ḋóiḃ agus ag laḃairt
leó ar ríġeaċt Dé.

Agus d'iṫ sé bia 'n-a dteannta [1] agus d'órduiġ 4
sé ḋóiḃ gan imṫeaċt a' Ierúsalem aċ fanṁaint le
geallṁaint an Aṫar, an ġeallṁaint, (ar seisean) [2] a
ċloiseaḃair ó m' béal-sa: Gur ḋein Eóin baiste le 5
h-uisge aċ go ndéanfar siḃse do ḃaiste leis an
Spiorad Naoṁ laistiġ de ḃeagán laeṫanta. Agus 6

[1] Lúc. xxiv. 49; Eóin xiv. 26.
[2] Mait. iii. 11; Marc. i. 8; Lúc. iii. 16 Eóin i. 20.

an méid a ḃí i ḃfoċair a ċéile ḋíoḃ do ċuireadar
ceirt ċuige agus duḃradar: A Ṫiġearna, an sa
n-aimsir seo a ṫaḃarfair an ríġeaċt ṫar n-ais d'Israél?
7 Aċ duḃairt sé leó: Ní h-agaiḃre atá fios d'ḟáġail
ar na h-aimsiriḃ 'ná ar na tráṫanaiḃ a ċimeád an
8 t-Aṫair fé n-a ċóṁaċt féin. [1] Aċ glacfaiḋ siḃ neart
an Spioraid Naoiṁ ag túirliocan ionaiḃ, [2] agus beiḋ
siḃ i nḃúr luċt fiadnaise dóṁsa i n-Ierúsalem agus
i n-Iudéa go léir agus i Samaría, agus go h-imeall
an doṁain ar fad.
9 Agus nuair a ḃí an ċainnt sin ráidte aige do tólgaḋ
suas é os cómair a súl agus do ġlac sgamall as
10 a raḋarc é. Agus an ḟaid a ḃíodar ag féaċaint
air agus é ag imṫeaċt suas an neaṁ, féaċ, ḃí
beirt ḟear 'n-a seasaṁ 'n-a n-aice agus éadaċ geal
11 orṫa, Agur duḃradar: A ḟeara Ġaililiaċa, cad
ad áil liḃ i nḃúr seasaṁ ag féaċaint suas ċun neiṁe?
Íosa so atá tógta suas ar neaṁ uaiḃ, tiocfaiḋ sé ar
an gcuma gcéadna, fé mar a ċonacaḃair ag dul suas
ar neaṁ é.
12 Ansan do ṫánadar ṫar n-ais go Ierúsalem ó'n
gcnuc ar a dtugtar Oliḃet, cnoc atá i ngiorraċt
13 siuḃal lae sabbóide do Ierúsalem. Agus nuain a
ṫánadar isteaċ ċuadar suas go dtí an seómra uaċ-
táraċ mar a raiḃ Peadar agus Eóin ag fanṁaint, agus
Séamus agus Aindrias, Pilib agus Tomás, Bartolo-
maeus agus Maitiú, Séamus Alṗéis agus Símón
14 Sélotés agus Iúdás mac Séamuis. Ḃíodar san go léir
ag leanṁaint do ṫoil a ċéile i n-úrnuiġṫe mar aon
leir na mnáiḃ agus le Muire Máṫair Íosa agus le
n-a ḃráiṫriḃ.
15 Ins na laeṫiḃ sin d'eiriġ Peadar ameasg na
mḃráiṫre agus duḃairt sé (agus ḃí tímpall le céad
16 agus fiċe duine cruinniġṫe ann): A ḟeara, a ḃráiṫre,
ní foláir cómlíonaḋ an Scriptiúra do ṫargair an
Spioraid Naoṁ tré ḃéal Ḋáiḃid [3] i dtaoḃ Iúdáis, an
17 fear a ṫreóruiġ an ṁuinntir a ġaiḃ Íosa, an fear a
h áiriṁeaḋ orainne agus go raiḃ páirt aige sa t-seirḃís

[1] *Infra* ii. 2. [2] Lúc. xxiv. 28. [3] Salm. xl. 10; Eóin xiii. 18.

seo. [1] Do fuair an fear san talaṁ le tuarasdal 18
a ḋroċ-ġníṁ, agus do croċaḋ é agus do sgoilt air
'n-a lár agus do ṫuit na h-inní go léir amaċ as. Agus 19
ṫáinig fios an níḋ sin d'á ḃfuil de ḋaoine i n-Ierú-
salem, i dtreó gur tugaḋ ar an bpáirc sin, 'n-a dtean-
gain sin, "Haceldama," 'sé sin; páirc na fola. Agus 20
tá sgríoḃṫa i leaḃar na Salm: [2] "Deintear fásaċ
d'á n-áit cóṁnuiġṫe, agus ná bíoḋ duine a ḋéanfaiḋ
cómnuiġe ann," agus, [3] "Tugtar a ċaṫaoír easboig
do ḋuine eile." Ní foláir d'á ḃríġ sin, as na fear- 21
aiḃ seo atá i gcóṁluadar linne i gcaiteaṁ na h-aim-
sire go léir 'na raiḃ an Tiġearna Íosa isteaċ agus
amaċ i n-ár measg, ag tusnú ó'n mbaiste a ḋein 22
Eóin go dtí an lá do tógaḋ suas uainn é, duine acu
san do ḃeiṫ i n'fínné ar a aiseiriġe i n-aonḟeaċt linne.

Ansan do ṡocaruiġdar ar ḃeirt, ar Ióseṗ ar a 23
dtugtí Barsabas agus go mba ṡloinne ḋó Iústus.
agus ar Ṁaitias. Agus ḋeineadar úrnuiġṫe agus 24
duḃriadar: Déinse, a Ṫiġearna, ó's agat atá fios
croiḋe gaċ duine, a ṫaisbeáirt cia'cu de'n ḃeirt seo
is roga leat, Ċun go nglacfaḋ sé an t-ineaḋ seirḃíse 25
agus aspolaċta so do ċaill Iúdás, ionus go raġaḋ
sé i n' áit féin. Ansan do ċuireadar ar ċrannaiḃ 26
dóiḃ é, agus do ṫuit an crann ar Ṁaitias agus do
h-áiriṁeaḋ é i dteannta an aoinne-déag Aspol.

# CAIBIDIOL II.

An Spioraid Naoṁ dá ġlacaḋ ag na deisgiobulaiḃ. An tseanmóin a ṫug Peadar uaiḋ do'n ṗobul. Cráiḃṫeaċt na ndaoine do ġlác an creideaṁ ar dtúis.

Agus nuair ai críoċnuiġeaḋ laeṫanta na Cíngcíse 1
bíodar go léir i n-aonḟeaċt i n-aon áit aṁáin, Agus 2
ṫáinig go h-oḃann fuaim ó neaṁ mar ḃeaḋ fuaim
gaoiṫe móire ag teaċt agus do líon sé an faḋ an tiġ
'na raḃdar 'n-a suiḋe. Agus do taisbeánaḋ dóiḃ 3
mar ḃeaḋ teangṫaċa teine agus iad deiġilte, agus

[1] Mait. xxvii. 7. [2] Salm. lxviii. 26. [3] Salm. cviii. 8.

4 do ṡuiḋ sé ar gaċ duine acu, [1] agus do líonaḋ
iad go léir de'n Spioraid Naoṁ agus ċromadar ar
laḃairt i dteangṫaċaiḃ iolarḋa, fé mar a ṫug an
Spioraid Naoṁ dóiḃ laḃairt.
5 Agus ḃí 'n-a gcóṁnuiḋe i n-Ierúsalem Iúdaíg,
6 daoine diaḋa as gaċ náisiún fé'n spéir. Agus nuair
a leaṫ an sgéal san do ċruinniġ na daoine agus ḃí
mearaṫal aigne orṫa, mar d'airiġ gaċ duine acu a
7 ṫeanga féin acu-san dá laḃairt. Agus ḃí uaṫḃás
orṫa go léir agus iad ag déanaṁ iongna, agus
deiridís: Féaċ, náċ Gaililiaiġ iad san go léir
8 atá ag cainnt? Agus conus a ṫárla gur airiġ
gaċ duine againne a ṫeanga ḋúċais féin ionar tógaḋ
9 é? Párṫaiġ sgus Méḋaiġ agus Elamítiġ, agus
luċt cóṁnuiġṫe Mesopotámia, Iúdaéa agus Ċapa-
10 dócia, Ṗontuis agus Ásia, Ṗrigia agus Pamṗilia,
na h-Éigipte agus na gcríoċ san Libia atá tímpall
11 an Ċiréné, agus daoine iasaċta ó'n Róiṁ, Iúdaíġ leis
agus proseilítiġ, Créiteaċa agus Arabaiġ; d'airiġ-
eamáir iad ag laḃairt i n-ár dteangṫaċaiḃ féin ar
12 oibreaċaiḃ iongantaċa Dé. Agus ḃí uaṫḃás orṫa go
léir agus iad ag déanaṁ iongna agus deiridís le n-a
13 ċéile: Cad é seo mar obair? Agus ḃí tuille acu ag
déanaṁ magaiḋ agus deiridís: Lán d'ḟíon nua atáid
siad san.
14 Ansan d'eiriġ Peadar 'n-a ṡeasaṁ, agus an t-aoinne
déag taoiḃ leis, agus d'árduiġ sé a ġlór agus do
laḃair sé leó: A ḟeara Iúdaċa agus siḃse go léir,
a luċt coṁnuiġṫe Ierúsalem, bíoḋ 'ḟios agaiḃ an
méid seo, agus glacaiḃ i nbúr gcluasaiḃ mo ċainnt!
15 Mar ní h-ar meisge atáid siad so, mar is dóiġ liḃse,
16 óir ní'l tagaiṫe aċ an tríṁaḋ tráṫ de'n lá. Aċ siḋé
17 an níḋ a duḃraḋ ó ḃéal an ḟáiḋ [2] Ioél: "Agus tiocfaiḋ
ins na laeṫiḃ déanaċa, adeir an Tiġearna, doirtfeaḋ
as mo Spioraid ar gaċ feóil, agus déanfaid búr
gclann ṁac agus búr gclann inġean targaireaċt,
agus ċíḋfid búr bfir óga aislingí, agus déanfar

[1] Mait. iii. 11; Marc. i. 8; Lúc. iii. 16; Eóin vii. 39: *Supra* i. 8; *Infra* 16 agus xix. 6.

[2] Ioél ii. 28; Isáias xliv. 3.

taiḃriṫe d'ḃúr seanóiríḃ. Agus doirtfead amaċ as 18
mo Spiorad, ins na laeṫiḃ sin, ar mo ḃuaċailíḃ agus
ar mo ċailíníḃ, agus déanfaid siad targaireaċt;
Agus taisbeánfad neiṫe iongantaċa sa spéir ṫuas 19
agus ar an dtalaṁ ṫíos, fuil agus teine agus gal
deataiġ. Iompófar an ġrian 'n-a doirċeaċt agus 20
an ġealaċ 'n-a fuil, roiṁ ṫeaċt do lá an Tiġearna, an
lá mór, soḟeicse. [1] Agus iseaḋ beiḋ, an uile ḋuine 21
do ġlaoḋfaiḋ ar ainim an Tiġearna saorfar é." A 22
ḟeara Israéil, éistiḋ leis na ḃréiṫriḃ seo. Íosa
Nasareit, duine a ṡoillsiġ Dia i nḃúr measg-sa leir
na cóṁaċtaiḃ, agus leis na h-iongnaíḃ agus leis na
soluíḋíḃ a ḋein Dia tríd i nḃúr lár, mar is eól daoiḃ
féin, Do tugaḋ an duine sin a' cómairle ċinnte agus 23
a' roiṁeólus Dé, agus do ḋeineaḃairse é ċéasaḋ
ċun báis le lámaiḃ na gcuirpṫeaċ.* Aċ do ṫóg Dia 24
é tar éis dubrón ifrinn do ċur ar neaṁníḋ, de ḃríġ
nár ḃ'féidir go gcimeáḋfí eisean fé n-a ċumar†
Óir deir Dáiḃiḋ 'n-a ṫaoḃ: [2] Do ċínn roim sé an 25
Ṫiġearna am ḟiaḋnaise do ġnáṫ, óir tá sé ar mo
ḋeis, ionus ná corrófí me. Uime seo do ġlac mo 26
ċroiḋe áṫas agus ḋein mo ṫeanga gáirdeaċus, agus
'n-a ṫeannta san ġeoḃaiḋ mo ċuid feóla suaiṁneas i
nḋóċas. De ḃríġ ná fágfair m'anam i n-ifreann agus 27
ná léigfir do t'Aon Naomṫa truailiú a ḋ'ḟeisgint.
Ṫugais eólus dom ar ḃóiṫriḃ na beaṫa agus lionfair me 28
lán d'áṫas le d'ġnúis." A ḟeara, a ḃráiṫre, ní misde 29

[1] Ióél ii. 32; Róṁ. x. 13. [2] Salm. xv. 8.

* Ver. 23. "a' cómairle ċinnte," ⁊rl. Do ṫoirḃir Dia a Ṁac, agus do ṫoirḃir an Mac é féin, tré ġráḋ ḋúinne, agus ċun sinn do sáḃáil. Agur dá ḋeargaiḃ sin níḋ naomṫa ab-eaḋ Críost do ṫoisḃirt, agus níḋ ab eaḋ é ar as ċinn Dia féin. Aċ an ṁuinntir a ḃraṫ é agus do ċéas é ḋeineadar malluiġṫeaċt; mar ḋeineadar do réir a nḋroċ-aigne féin agus do réir aigne an diaḃail a ḃí ag séideaḋ fúṫa; agus ní do réir. cinneaḋ Dé a ḋeineadar. Ní raiḃ Dia i n' úġdar le n-a malluigṫeaċt, bioḋ nár ċoisg sé an ṁalluiġṫeaċt. Níos ċoisg sé an ṁalluiġṫeaċt mar do ḃí ar a ċumar, níḋ a ḋein sé, maiṫ mór do ṫarrac as, .i. slánú na cine daonna.

† Ver. 24. "Tar éis dubrón ifrinn do ċur ar neaṁníḋ," .i. tar éis buaḋ ḃreiṫ ar ṗianta an báis agus ar ċóṁaċtaiḃ uile ifrinn.

labairt go dána lib i dtaoib an ṗátriáirc Dáibid, [1] go
bfuil sé marb, curṫa, agus go bfuil a uaiġ i n-ár
30 measg go dtí an lá atá indiu ann. Fáid ab eaḋ é
agus bí '|ḟios aige [2] gur ḋearbuiġ Dia ḋó go suiḋfeaḋ
31 aon de ṡíol a árann 'n-a ċaṫaoir, agus do ċonnaic
sé roim sé aiséiriġe Críost agus do labair sé air,
[3] nár fágaḋ i n-ifreann é agus ná feacaiḋ a ċuid feóla
32 truailiú. Do ṫóg Dia suas airís an t-Íosa so, agus
33 is fínniṫe sinne go léir air sin. Do tósaḋ suas é,
d'á bríġ sin, ar deasláiṁ Dé agus do réir mar a
fuair sé ó'n Aṫair an ġeallaṁaint i dtaoib an Spioraid
Naoiṁ, do ḋoirt sé amaċ é seo, agus ċíonn sibse é agus
34 airíġeann sib é. Óir níor ċuaiḋ Ḋáibid suas ar
neaṁ; aċ deir sé féin: [4] "Dubairt an Tiġearna le
35 m'Ṫiġearna: Suid ar mo ḋeis, Go gcuireaḋ do
36 naṁaid mar ṫaca fé d'ċosaib." Bíoḋ a ḟios dá bríġ
sin, go dearbṫa ag gaċ teaġlaċ i n-Israél, Íosa so
a ḋeineabairse a tárnáil ar ċrois, gur ḋein Dia
Tiġearna ḋe agus Críost.

37 Nuair airiġeadar an méid sin ṫáinig aiṫreaċas orṫa
agus dubradar le Peadar agus leis na h-aspoil eile:
38 A ḟeasa, a bráiṫre, cad tá le déanaṁ againn? Agus
dubairt Peadar leó: Déiniḋ, ar seisean, aiṫríġe,
agus glacaḋ gaċ duine agaib baiste i n-ainim Íosa
Críost, ionus go maiṫfí búr bpeacaí ḋaoib, agus
ansan glacfaiḋ sib tabarṫas an Spioraid Naoiṁ.
39 Óir is daoibre agus d'búr slioċt an ġeallaṁaint,
agus do sna daoine go léir atá i gcéin, pé air go
40 nglaoḋfaiḟ ár d-Tiġearna Dia. agus le mórán eile
focal bí sé ag deiṁniú' ḋóib agus ag taṫant orṫa,
agus deireaḋ sé: Cimeádaiḋ sib féin saor ó'n slioċt
41 aiṁleasta so. Ansan, an ṁuinntir a ġlac a ċóṁráḋ
do baisteaḋ iad, agus do glacaḋ an lá san tímpall
trí ṁíle duine.

42 Agus bíodar seasaṁaċ do ṫeagasg na n-Aspol, agus
i gcumann an *aráin do brise, agus ins na h-úrnuiġṫe.
43 Agus do cuireaḋ eagla ar an uile ḋuine; agus do

[1] 3 Ríġ. ii. 10. [2] Salm. cxxxi. 11.
[3] Salm. xv. 10; *Infra* xiii. 35. [4] Salm. cix. 1.
* i nglacaḋ an Ċuirp aoṁṫa.

Note: For '3 Ríġ' read '1 Kings'. (1 & 2 Samuel were 1 & 2 Kings.)

deineaḋ mórán eile mírḃúiltí agus soluíḋí tré sna
h-Aspoil i n-Ierúsalem, agus ḃí eagla mór ar na
daoine go léir. Agus gaċ ar ċreid díodar i ḃfoċair 44
a ċéile agus gaċ níḋ coitċian acu. Do ḋíolaidís amaċ 45
a sealḃas agus a maoin agus do rainnidís é ar an
mbuiḋin go léir fé mar a ḃíoḋ gáḋ ag aoinne leis.
Agus d'ḟanaidís do ṫoil a ċéile sa teampul gaċ la, 46
agus ag brise aráin ó ṫiġ go ṫiġ, do ċaiṫidís a gcuid
bíḋ i n-áṫas agus i *n-aoine croiḋe, Agus iad ag 47
molaḋ Dé agus báiḋ ag na daoine go léir leó. Agus
ḃí an Tiġearna, i n-aġaiḋ an lae, ag méadú na buiḋne
a ḃí le sáḃáil.

# Caibidiol III.

An ṁírḃúilt a deineaḋ ar an ḃfear a ḃí bacaċ, tré n-ar h iompuíġeaḋ a lán.

Agus ḃí Peadar agus Eóin ag dul suas sa teampul 1
ċun úrnuiġṫe an naoṁaḋ tráṫ. Agus ḃí duine áiriṫe 2
a ḃí 'n-a ṁairtíneaċ ó ḃroinn a ṁáṫar, agus ḃíṫeas
'ġá iompar. Do curtí gaċ lá é ag geata an teampuil,
ag an ngeata ar a dtugtí an geata Áluinn, ionus go
n-iarrfaḋ sé déirc ar an muinntir a ḃeaḋ ag dul
isteaċ 3
sa teampul. Ċonnaic sé Peadar agus Eóin agus iad
ċun dul isteaċ agus d'iarr sé orṫa déirc a ṫaḃairt 4
dó. D'ḟéaċ Peadan air, áṁṫaċ, mar aon le n-Eóin, 5
agus duḃairt sé leis: Féaċ orainn. D'ḟéaċ seisean 6
orṫa ag súil go ḃfaġaḋ se rud éigin uaṫa. Duḃairt
Peadar: Ní'l airgead agam ná ór, aċ an níd atá
agam ḃeirim duit é. I n-ainim Íosa Críost Nasareit 7
eiriġ agus siuḃluiġ; Agus do rug sé ar láiṁ ḋeis air
agus ṫóg sé suas é, agus do ċruadar a ṫroiġṫe agus 8
a ḃuinn láiṫreaċ. Agus ḃí sé ag léimrig agus ag
seasaṁ agus ag siuḃal, agus ċuaiḋ sé i n-aonḟeaċt
leó isteaċ sa teampul agus é ag siuḃal agus ag 9
léimrig agus ag molaḋ Dé. Agus ċonnaic na daoine 10
go léir é ag siuḃal agus ag molad Dé. Agus d'aiṫ-

*aoine, .i. *simplicitas,* ón ḃfocal "aon."

níġdar é, gur ḃ'é an fear é a ḃíoḋ 'n-a ṡuiḋe ag geata
áluinn an teampuil ag lorg na déarca, agus ḃíodar
lán d'iongna agus d'alltaċt i dtaoḃ ar ċárla ḋó.
11 Agus ḃí greim aige 'á ċimeád ar Ṗeadar agus ar
Eóin, agus ċonnaic na daoine é agus ḃailiġdar tímpall
ar an mbeirt ag an bpóirse ar a dtugtar Póirse
Ṡalomón, agus uaṫḃás orṫa.
12 Agus do ċonnaic Peadar iad agus d'ḟreagair sé
an poḃul: A ḟeara Israéil, cad ab aíl liḃ ag déanaṁ
iongna ḋe seo, ná ag féaċaint orainne ċóṁ maiṫ
agus dá mba le n-ár neart féin nú le n-ár gcóṁaċt
13 féin a ċuirfimís an duine seo ag siuḃal? Dia
Ábraham agus Dia Isaac agus Dia Iácóib, Dia ár
sínsear, a ṫug glóire d'á Ṁac Íosa, an té a ḋeinea-
ḃairse a ḃraṫ agus do ṡéanaḋ i láṫair Ṗíláit, agus
14 eisean ag taḃairt saorḃreiṫe air. [1] Do ṡéanaḃair
an t-Aon Naoṁṫa fíoraonta agus d'iarraḃair an
15 marḃṫóir a ṫaḃairt daoiḃ, Agus ċuireaḃair ċun
ḃáis úġdar na beaṫa; aċ do ṫóg Dia ó sna mairḃ é,
16 agus is fínniṫe sinne ar an níḋ sin. Agus de ḃarr
creidiṁ i n'ainim sin, an duine seo a ċíonn siḃ agus
d'-aiṫníġeann siḃ, do neartuiġ a ainim é, agus ṫug an
creideaṁ a ṫagann uaid an slánú críoċnuiġṫe sin atá
os cóṁair ḃúr súl go léir.
17 Aċ anois, a ḃráiṫre, tá 'ḟios agam gur tré aineólus
18 a ḋeineaḃair é, ar nós ḃúr n-uaċtarán. Agus do
ċóṁlíon Dia an níḋ a ṫargair sé tré ḃéalaiḃ na
19 ḃfáiḋ go léir, go ndéanfaḋ a Críost fulang. Déiniḋ
aiṫríġe dá ḃríġ sin, agus iompuiġiḋ, ionus go mbuailfí
20 amaċ ḃúr bpeacaí, i dtreó, nuair a ṫiocfaiḋ na
tráṫana faoiriṁ a' láṫair an Tiġearna, go gcuirfiḋ
sé uaiḋ an t-é sin a craoḃsgaoileaḋ daoiḃ, Íosa
21 Críost, An t-é 'nar dual na flaṫais ' 'ġá ġlacaḋ go
dtí teaċt na dtráṫ 'na gcurfar gaċ níḋ 'n-a rioċt
féin airís, mar a laḃair Dia tré ḃéal a ḟáiḋ naoṁṫa
22 ó ṫusaċ an tsaoġail. Óir duḃairt Maois: [2] Tógfaiḋ
an Tiġearna, ḃúr nDia, fáiḋ ċúġaiḃ, duine d'ḃúr
mbráiṫriḃ féin mas mise, éistfiḋ siḃ leis ins gaċ 'níḋ,

[1] Maiṫ. xxvii. 20; Marc. xv. 11; Lúc. xxiii. 18; Eóin xviii. 40.
[2] Deut. xviii. 15.

pé rud a laḃarfaiḋ sé liḃ. Agus beiḃ so, gaċ aon 23
duine ná h-éistfiḋ leis an ḃfáiḋ sin íḋeofar as an
bpobul é. Agus na fáiḋe go léir a laḃair, ó Ṡamuél 24
anuas, do ṫargaireadar na laeṫanta san. Is siḃse 25
clann na ḃfáiḋ agus clann na connarṫa a ḋein Dia
le n-ár n-aiṫreaċaiḃ nuair a duḃairt sé le h-Ábra-
ham: [1] “Agus ad ṡíolsa iseaḋ do beannófar clanna
an doṁain go léir.” Ċúġaiḃre ar dtúis, ċun siḃ a 26
ḃeannú, iseaḋ ċuir Dia a Ṁac, nuair a ṫóg sé suas é,
ionus go n-iompóċaḋ gaċ duine é féin ó n-a ḋroċ-
ḃeartaiḃ.

# Caiḃidiol IV.

Gaḃáil Ṗeadair agus Eóin. A seasaṁaċt. An Eaglais dá méadú.

Agus an ḟaid a ḃíodar ag cainnt leis na daoine 1
ṫáinig na sagairt agus oificeaċ an teampuil agus
na Sadduicíniġ, Agus doilġíos orṫa toisg iad 2
a beiṫ ag teagasg an ṗobuil agus ag craoḃsgaoile
na h-aiseiríġe ó sna mairḃ i n-Íosa. Agus ċuireadan 3
a láṁa orṫa agus ċuireadar i bpríosún iad go maidin
lár n-a ṁáiréaċ, óir ḃí sé n-a ṫráṫnóna an uair sin.
Aċ do ċreid a lán de sna daome a ḃí ag éisteaċt leis 4
an gcainnt agus b'é uimir na ḃfear ná ċúig ṁíle.

Agus do ṫárla ar maidin lár n-a ṁáireaċ gur 5
ċruinniġ a n-uaċtaráin agus a seanóirí agus a sgriḃ-
neóirí i n-Ierúsalem, Agus Annas an t-árdṡagart, 6
agus Caiṗas, agus Eóin, agus Alecsandar, agus gaċ
ar ḃain le treiḃ na sagart. Agus ċuireadar iad-san i 7
láṫair agus ċeistiġdar iad: Cad í an ċómaċt nú an
ainim le n-ar ḋeineaḃairse an níḋ seo? Ansan do líonaḋ 8
Peadas leis an Spioraid Naoṁ agus duḃairt sé leo:
A uaċtarána an ṗobuil agus a ṡeanóirí, éistiḋ liom:
Ó táimídne indiu d'ár gceistiú i dtaoḃ, na maiṫeasa 9
a deineaḋ do'n ṁairtíneaċ so, conus do leiġseaḋ é,
ḃíoḋ 'ḟios agaiḃ go léir, agus ag pobul Israéil go 10

[1] Gen. xii. 3.

léir, gun i n-ainim ár dTiġearna Íosa Críost ó
Nasaret, an t-é a ċuireaḃairse ċun ḃáis, agus a ṫóg
Dia ó sna mairḃ, gun i n'ainim sin atá an duine sin
11 'n-a ṡeasaṁ os ḃúr gcóṁair 'n-a ṡláinte. [1] Is í
seo an ċloċ úd a fuair diúltaḋ uaiḃre, sa tsaoir-
seaċt, agus gun deineaḋ cloċ ċínn ċúinne ḋi, Agus
12 ní'l slánú i n-aoinne eile. Óir níor tugaḋ do ḋaoine
ainim eile fá neaṁ le 'na gcaiṫfar sinn a ṡáḃáil.
13 Ansan, nuair a ċonnacadar Peadar agus Eóin agus
iad ċóṁ seasaṁaċ, agus nuair a fuaradar gur ḋaoine
iad a ḃí gan taḃairt suas, gan foġluim, ḃí iongna
orṫa; agus d'aiṫníġdar iad, go mḃídís i ḃfoċair
14 a Íosa; agus nuair a ċonnacadar, 'na ṡeasaṁ 'n-a
n-aice an fear a leiġseaḋ, ní raiḃ focal le ráḋ acu
15 'n-a gcoinniḃ. Duḃradar leó dul amaċ, lasmuiġ
de'n ċóṁairle, agus ḋeineadar cainnt eatarṫa féin,
16 Agus duḃradar: Cad a ḋéanfam leis na daoine seo?
Tá mírḃúilt ṡoiléir déanta tríoṫa, agus a ḟios agá
ḃfuil de ḋaoine i n-Ierúsalem, agus ní féidir dúinn
17 é ṡéanaḋ. Aċ i dtreó ná leaṫfaḋ sé níos mó ameasg
na ndaoine ḃagraimís pionós orṫa má laḃraid siad
18 a ṫuille le h-aon duine ar an ainim sin. Do ġlaoḋadar
ċúċa iad agus ṫugadar foláraṁ dóiḃ gan cainnt 'ná
19 teagasg a ḋéanaṁ i n-aon ċor i n-aimm Íosa. Ansan
do freagair Peadar agus Eóin agus duḃradar:
Ḃreiṫniġiḋ féin cia'cu is ceart i láṫair Dé, rud a
20 ḋéanaṁ, oraiḃre 'nú rud a déanaṁ ar Ḋia: Óir ní
féidir dúinn gan an níḋ a ċonnacamair agus a ċloisea-
21 mair a ḋ'innsint. Aċ do ḃagradar-san pionós orṫa
agus ċuireadar ċun siuḃail iad, óir ní raiḃ ḟios acu
conus a déanfaidís díoltas orṫa, mar ġeall ar na
daoine, mar ḃí na daoine go léir ag molaḋ an ruda
22 a ṫárla, sa méid a deineaḋ. Mar, an duine gur
deineaḋ an ṁírḃúilt sláinte sin dó, ḃí sé os cionn
daċad ḃlian.
23 Agus nuair a cuireaḋ ċun siuḃail iad ṫánadar ċun a
ndaome féin agus d'innseadar dóiḃ gaċ a nduḃairt
24 a uaċtaráin na sagart agus na seanóirí leó. Agus nuair

[1] Salm. cxvii. 22; Isaias xxviii. 16; Mait. xxi. 42; Marc. xii. 10; Lúc. xx. 17; Róṁ. ix. 32; Pead. ii. 7.

a ċloiseadar-san d'ánduiġdar a nguṫ ċun Dé agus du-
ḃradar: A Ṫiġearna, is tu a ḋein neaṁ agus talaṁ agus
muir agus gaċ níḋ d'á ḃfuil ionta, Is tu a duḃairt, 25
sa Spioraid Naoṁ, tré ḃéal ár n-aṫar do ṡeirḃí-
siġ Dáiḃid: [1] "Cad fá an ḟearg ṁór ar na geintiḃ
agus na pobuil ag beartú neiṫe baoiṫe? Ríġṫe an 26
doṁain ag cur cos i dtalaṁ agus na priúnsaí ag
teaċt i gceann a céile i n-aġaiḋ an Tiġearna agus i
n-aġaiḋ a Ċriost?" Óir do ṫáinig i gceann a ċéile, 27
go fíor, sa ċaṫair seo, i n-aġaiḋ do Ṁic naoṁṫa Íosa
ar an ċuiris onga, Héród agus Pontius Pílát, agus
na geinte agus pobul Israéil, Agus ḋeineadar an 28
níḋ a cinneaḋ ó d'láiṁ agus ó d'ċóṁairle féin a
ḋéanaṁ. Agus anois, a Ṫiġearna, féaċ ar an mbag- 29
airt seo acu 'á ḋéanaṁ, agus taḃair do d'ṡeirḃísiġ
do ḃriaṫar a laḃairt go seasaṁaċ, le d'láiṁ a ṡíne 30
amaċ ag ḋéanaṁ leiġeas agus mírḃúiltí agus iongnaí
tré ainim do Ṁic naoṁṫa Íosa.

Agus nuair a ḃí an ġuíḋe ḋéanta acu do ċriṫ an áit 31
'na raḃdar cruinniġṫe agus do líonaḋ leis an Spior-
aid Naoṁ iad go léis agus do laḃradar briaṫar Dé
le seasaṁaċt aigne.

Agus ḃí ag an sluaġ a ċreid, aon ċroiḋe aṁáin 32
agus aon aigne aṁáin, agus ní ḋeireaḋ aoinne go
mba leis féin aon níḋ a ḃíoḋ 'n-a ṡeilḃ aċ ḃí gaċ níḋ
cóṁċoitċian acu. Agus ḋein na h-Aspoil fiaḋ- 33
naise ar aiseiríġe Ċriost, ár dTiġearna, le cóṁaċt
ṁór, agus ḃí grásta mór orṫa go léir, Agus ní 34
raiḃ aoinne orṫa a ḃí i ngátar. Mar, an ṁuinntir
'n-a raiḃ talaṁ nú tiġṫe acu, do ḋíolaidís iad agus
ṫugaidís isteaċ an méid a ġeiḃdis orṫa, Agus ċuiri- 35
dís ag cosaiḃ na Aspol é. Agus ansan do rainntí
é fé mar a ḃíoḋ gáḋ ag gaċ duine leis.

Agus Ióseṗ, an t-é ar a dtugaḋ na h-Aspuil 36
Barnabas, (focal a míníġṫar i gcéill Mac Sóláis,)
Leḃíteaċ a ruġaḋ i gCuprus, Ḃí talaṁ aige agus 37
ḋíol sé an talaṁ agus ṫug sé leis an luaċ agus ċuir
sé ag cosaiḃ na n-Aspol é

[1] Salm. ii. 1.

# Caibidiol V.

Breiṫ Dé ar Ananías agus ar Ṡaphíra. Na h-Aspoil dá gcur i bpríosún.

1 Aċ do ḋíol fear dár b'ainim Ananías agus a ḃean,
2 Saṗíra, feirm ṫailiṁ, Agus, go fiosaċ d'á ṁnaoí,
do ċeil sé cuid d'ḟiaċaiḃ an tailiṁ agus ċuir sé cuid
3 de'n airgead ag cosaiḃ na n-Aspol. Dubairt Peadan,
áṁṫaċ: A Ananíais, cad uime gur sprioc Sátan do
ċroiḋe ċun bréige a ḋ'innsint do'n Spioraio Naoṁ
4 agus cuid d'fiaċaiḃ an tailiṁ a ċeilt? Nár leat
féin é an ḟaid a ḃí sé agat? agus nuair a ḋíolais é
ná raiḃ sé ar do *ċumas féin? Cad ċuige ḋuit an
níḋ seo do ċeapaḋ ad ċroiḋe? Ní do ḋaoiniḃ atá
5 bréag innste agat aċ do Ḋia. Nuair airiġ Ananías
na focail sin do ṫuit sé agus fuair sé ḃás. Agus
ṫáinig eagla mór ar a raiḃ ag éisteaċt leis an níḋ
6 sin. Agus ḋ'éiriġ na fir óga agus ṫógadar é agus
do rugadar amaċ é agus do ċuireadar é.
7 Agus do ṫárla, i gceann tímpall trí h-uaire 'ċloig,
go dtáinig an ḃean isteaċ agus gan a ḟios aici cad
8 a ḃí tuitiṫe amaċ. Agus dubairt Peadar léi: Innis
dom, a ḃean, an ar a leiṫéid seo ḋ'ḟiaċa do ḋíolaḃair
9 an ḟeirm? Agus dubairt sisi: Is air. Dubairt
Peadar léi: Cad a ḃain daoiḃ gur ḋeineaḃair froṁaḋ
ar Spiorad an Tiġearna? Siniad ag an ndorus
cosa na ndaoine atá tar éis t'ḟir a ċur, agus béarfaid
10 siad tusa amaċ. Agus do ṫuit sí láiṫreaċ agá
ċosaiḃ agus fuair sí ḃás. Agus ṫáinig na fir óga
isteaċ agus fuaradar go raiḃ sí marḃ agus do rugadar
11 amaċ í agus do ċuireadar í, i n-aice a fir. Agus
ṫáinig eagla mór ar an eaglais go léir agus an gaċ
aoinne a ḋ'airiġ na neiṫe sin.

12 Agus ḃí míorḃúiltí agus iongnaí móra d'á ndéanaṁ
ameasg na ndaoine tré láṁaiḃ na n-Aspol. Agus
ḃídís go léir, do ṫoil a ċéile, i bpóirse Ṡalomóin.
13 agus níor leóṁaid aoinne de'n ċuid eile dul i bpáirt

* .i. ní raiḃ bac air é go léir do ċimeád.

leó, aċ do ṫug an pobul onóir dóiḃ. Agus ḃí na 14
daoine a ċreid sa Tiġearna, fir agus mná, ag dul
i n-iomadaṁlaċt go mór, i dtreó gur amaċ ar na 15
sráidiḃ, ar ṫoċtaiḃ agus as ṡúsaíḃ, a curtí na daoine
breóite, ionus, nuair a ḃead Peadar ag teaċt, dá
mba ná déanfad aċ a sgáil tuitim an ḋuine acu go
léiġisfí ó n-a mbreóiteaċt iad. Agus ḃíoḋ slóiġte 16
ag teaċt go Ierúsalem as na caṫraċaiḃ sa ċómar-
sanáċt agus daoine breóite acu 'á ṫaḃairt leó, agus
daoine a ḃíoḋ dá gcráḋ ag deaṁnaiḃ, agus do leiġistí
iad go léir.

Ansan, d'eiriġ ali t-árdṡagart agus gaċ a raiḃ i 17
n'ḟoċair (ḃ'iad san aicme na Sadducíneaċ), agus
iad lán de ṫnúṫ, Agus ċuireadar a láṁa ar na 18
h-Aspoil agus ċuireadar sa ṗríosún puibilíḋe iad.
Aċ d'osgail aingeal an Tiġearna dóirse an ṗríosúin 19
sa n-oiḋċe agus do leig sé amaċ iad agus duḃairt
sé: Imṫiġiḋ, agus seasaiġiḋ, agus laḃraiḋ sa teampul, 20
leis na daoine, bréiṫre uile na beaṫa so. Agus
nuair airíġdar an ċainnt sin ċuadar isteaċ sa teampul 21
go moċ ar maidin agus ḃíodar ag teagasg.

Agus ansan ṫáinig an t-árdṡagart agus na daoine
a ḃí i n'ḟoċair agus ċruinníġdar cómairle, agus
seanóisí clainne Israéil go léir, agus ċuireadar
fios orṫa ċun an ṗríosúin, go dtaḃarfí ċúċa iad.
Agus ṫáinig na teaċtairí agus d'osgladar an ċarcair 22
agus ní ḃfuaradar ann iad, agus ṫánadar ṫar n-ais
agus d'innseadar san, Agus duḃradar: Fuaramair 23
an ċarcair dúnta go cnuinn agus an luċt coimeádta
'n-a seasaṁ ag na dóirsiḃ, aċ nuair a d'osgalamair
an ċarcair ní ḃfuaramair aoinne istiġ. Nuair airiġ 24
oificeaċ an ṫeampuil agus uaċtaráin na sagart an
ċainnt sin ḃí iongna orṫa cad a ḃí imiġṫe ar na priosún-
aiġ. Le n-a linn sin ṫáinig duine agus duḃairt sé 25
leó: Féaċ, na fir úd a ċuireaḃair sa ċarcair táid
siad n-a seasaṁ sa teampul ag teagasg na ndaoine.
Ansan d'imṫiġ an t-oificeaċ agus na fir a ḃí aige 26
agus ṫug sé leis iad gan *éigean, óir ḃí eagla na

* .i. go breáġ réiḋ.

27 nDaoine orṫa, go ngeoḃṫí do ċloċaiḃ ionta. Agus
nuair na ṫugadar leó iad ċuireadar 'n-a seasaṁ
i láṫair na cóṁairle iad agus do ċeistiġ uaċtarán
28 na sagart iad, Agus duḃairt sé : D'órduiġmair
daoiḃ le h-órdú daingean gan teagasg a ḋéanaṁ
sa n-ainim sin agus féaċ tá Ierúsalem líonta agaiḃ
le nbúr dteagasg, agus ní foláir liḃ fuil an duine
29 sin do ṫarac anuas orainne. Agus d'ḟreagair Peadar
agus na h-Aspoil agus duḃradar: Is cirte rud a
30 ḋéanaṁ ar Ḋia 'ná an ḋaoiniḃ. Do ṫóġ Dia ár sinn-
sear ós na mairḃ Íosa, an t-é a ċuireaḃairse ċun báis,
31 ġá ċroċaḋ ar an gcrann. Do ṫóg Dia suas le n-a
laiṁ ḋeis é 'n-a Ṗriúnsa agus 'n-a Ṡlánuiġṫeoir ċun
go dtaḃarfaḋ sé aiṫríġe agus maiṫeaṁnaċas peacaí
32 d'Israél. Agus is fínniṫe sinne ar na focalaiḃ sin,
agus an Spiorad Naoṁ, a ṫug Dia do sna daoine
atá úṁal dó.
33 Nuair airiġdar san an ċainnt sin bíodar sgólta,
34 agus ṁeasadar iad a ċur ċun báis. Aċ d'eiriġ, sa
ċóṁairle, duine de sna Fairisíniġ dár b'ainim
Gamaliél, doċtúir dlíġe a bí creideaṁnaċ ameasg
na ndaoine go léir, agus d'órduiġ sé na fir do ċur
35 amaċ ṫar dorus an fead tamail biġ, agus duḃairt
sé leó-san: A ḟeara Israéil, tugaiḋ aire ḋaoiḃ féin
i dtaoḃ na ndaoine sin agus cad a ḋéanfaiḋ siḃ leó.
36 D'eiriġ, sa n-aimsir a ċuaiḋ ṫorainn, Teodas, agus
duḃairt sé gur duine mór é féin, agus d'aontuiġ
tímpal cúig céad duine leis. Aċ do marḃuiġeaḋ é,
agus an ṁuinntir a ċreid ann do sgaipeaḋ iad agus
37 ċuadar an neaṁníḋ. I ndiaiḋ an ḟir sin d'eiriġ
Iúdás Gaililíaċ, i laeṫiḃ an ċóṁairiṁ, agus ṫarraig
sé na daoine 'n-a ḋiaiḋ, aċ do fuair sé sin bás, leis,
38 agus do sgaipeaḋ a ċuallaċt go léir. Deirim liḃ
anois, d'á bríġ sin, éiriġiḋ de sna daoine seo agus
sgaoiliḋ leó, óir, má's ó ḋaoine an íntinn seo agus
39 an gnó so, raġaiḋ sé ar neaṁníd, Aċ má's ó Dia é
ni féidir daoiḃ é ċur ar neaṁníḋ, agus ba baoġal go
mbeaḋ siḃ ag iomaiḋ le Dia féin. Ḋeineadar rud
air.
40 Ansan do ġlaoḋadar isteaċ na h-Aspoil agus do

sgiúrsáladar iad agus duḃradar leó gan laḃairt
i n-aon ċor i n-ainim Íosa. Ansan do ċuireadar
ċun siuḃail iad. Aċ d'imṫiġdar san a' raḋarc na 41
cóṁairle agus áṫas orṫa toisg gur tuigeaḋ gur
ḃ' ḟiú iad tarcuisne ṫaḃairt dóiḃ le fulang mar
ġeall ar ainim Íosa. Agus níor stadadar i gcaiṫeaṁ 42
an lae go léir aċ teagasg na ndaoine agus ag
craoḃsgáoile Íosa Críost, sa teampul agus ó ṫiġ
go tiġ.

# Caibidiol VI.

An mórṡeisean deoċon dá n-óirdniú. Díoġras Stioṗáin.

Agus ins na laeṫiḃ sin, nuair a ḃí uiṁir na ndeis- 1
giobul ag dul i méid, d'eiriġ ceisnioṁ do sna Gréag-
aiġ i n-aġaid na n-Eaḃraċ, 'ġá ráḋ go dtugtí failliġe
'n-a mbaintreaċaiḃ féin sa ḃfriṫalaṁ laeṫaṁail.*
Ansan do ġlaoiḋ an dáréag na deisgioḃuil go léir 2
i gceann a ċéile agus duḃradar: Ní cuíḃe dúinne
briaṫar Dé d'ḟágaint agus friṫálaṁ ḃórd a déanaṁ.
Cuardaiġiḋ d'a ḃriġ sin, a ḃráiṫre, ar ḃúr measg 3
féin, mórṡeisear d'ḟearaiḃ creideaṁnaċa, agus iad
lán de'n Spiorad Naoṁ agus d'eagna, go gcuiream i
mbun na h-oibre seo iad. agus beimíd féin coitċianta 4
ag déanaṁ úrnuiġṫe agus ag friṫálaṁ an ḃréiṫir. 5
agus do ṫaiṫn an ċainnt leis an bpobul go léir. Agus
do ṫoġadar Stioṗan, fean a ḃí lán de ċreideaṁ agus
de'n Spiorad Naoṁ; agus Pilib, agus Proċor, agus
Nicánór, agus Tímón, agus Parmenas, agus Nicolás,
fear a ṫáinig cúca ó Antioċ. Ṫugadar na fir sin 6
i láṫair na n-Aspol, agus ḋein na n-Aspoil úrnuiġṫe
ḋóiḃ agus ċuireadar a láṁa orṫa.

Agus ḃí briaṫar an Tiġearna ag fás agus uiṁir na 7
ndeisgiobul ag dul i líonṁaise go mór i n-Ierúsalem,
agus ḃí cuallaċt ṁór de sna sagairt féin tar éis
géille do'n ċreideaṁ.

* Ver. 1. "na gréagaiġ." Gréagaiġ a tugtí ar h-Eaḃraiġ a rugaḋ agus do tógaḋ sa Ġréig.

8 Agus ḃí Stioṗán lán de ġrásta agus de neart
agus é ag déanaṁ mírḃúiltí agus soluídí móra
9 ameasg na ndaoine. Ansan d'eiriġ daoine áiriṫe
as an sinagóig an a dtugtar sinagóg na Libertíneaċ
agus na gCurénéaċ agus na n-Alecsandríneaċ agus
na ndaoine a ṫáinig ó Ċilicia agus ó Ásia, agus ḃíodar
10 ag aragóint le Stioṗan. Agus ní raḃdar ábalta
an ṡeasaṁ i n-aġaiḋ na h-eagna agus i n-aġaiḋ na
11 spioraide le n-a laḃrad sé. Ansan ċuireadar suas
daoine áiriṫe ċun teaċt agus a ráḋ gur airíġdar
féin focail masluiġṫeaċa uaiḋ i n-aġaiḋ Ṁaoise
12 agus i n-aġaiḋ Dé. Do ġníosadar ar an gcuma san
an poḃul agus na seanóirí agus na sgríḃneóirí agus
do riṫeadar i gceann a ċéile agus do rugadar air
13 agus do ṫugadar i láṫair na cóṁairle é. Agus
ċuireadar suas fínniṫe ḃréagaċa ċun a ráḋ: Ní
stadann an duine sin aċ ag laḃairt cainnteana mas-
luiġṫeaċa i n-aġaiḋ na h-áite naoṁṫa agus i n-agaiḋ
14 na dlíġe. Óir d'airiġmair é 'ġá ráḋ so: Déanfaiḋ
Íosa so Nasareit léirsgrios ar an áit seo agus cuir-
15 fiḋ sé aṫarú ar na nósa a ṫug Maois dúinn. Agus
ḃí luċt na cóṁairle ag féaċaint go dlúṫ air agus
ċonnacadar go raiḃ a ġnúis mar a ḃeaḋ gnúis aingil.

# Caiḃidiol VII.

Cainnt Stioṗáin os cóṁair na cóṁaille; a ṁartra.

1 Ansan duḃairt uaċtarán na sagart: An ḃfuil so
2 aṁlaiḋ? Duḃairt seisean: A feara, a ḃráiṫre agus
a aiṫreaċa, éistiḋ liom! Do ṫaisbeáin Dia na glóire
é féin d'ár n-aṫair Ábraham nuair a ḃí sé i Meso-
3 potámia sar ar ċóṁnuiġ sé i gCaran, Agus duḃairt
sé leis: [1] "imṫiġ as do ṫír agus ó d'ġaoltaiḃ agus
4 tar isteaċ sa tír a ṫaisbeánfaḋ duit." Ansan d'ḟág
sé tír na gCaldaéaċ agus ċóṁnuiġ sé i gCaran. Agus
nuair a fuair a aṫair bás d'aistriġ sé é ċun na tíre
5 seo 'na ḃfuiltí-se anois i nḃur gcóṁnuiġe. Agus níor

[1] Gen. xii. 2.

ṫug sé seilḃ oiġreaċta ḋó ann, oiread agus ciscéim
troíġe, aċ do ġeall sé go dtaḃarfaḋ sé seilḃ na
h-áice ḋó féin agus d'á ṡloċt 'n-a ḋiaiḋ, agus gan
mac aige. Aċ duḃairt Dia leis: [1] Go mḃeaḋ a 6
sloċt 'n-a gcóṁnuiġe i ndúṫaiġ iasaċta agus go
gcurfí fé ḋaor-smaċt iad agus go dtaḃarfí droċ-
úsáid ḋóiḃ ar feaḋ ċeiṫre ċéad blian. Agus an 7
náisiún agá mbeid siad sé ḋaoirse, taḃarfadsa breiṫ
orṫa, aduḃairt an Tiġearna, agus 'n-a ḋiaiḋ san
yiocfaid siad amaċ agus beid siad ag déanaṁ seirḃíse
ḋóṁsa sa n-áit seo. [2] Agus ṫug sé ḋó connraḋ an 8
tímpallġearraḋ, [3] agus mas sin de ġein sé Isaac agus
do ḋein sé an tímpallġearraḋ air an t-oċtṁaḋ
lá, agus [4] Isáac Iácób, agus [5] Iácċḃ an dáréag
pátriárc.

Agus ṫáinig formad ag na pátriárcaiḃ do Ióseṗ 9
agus [6] ḋíoladar é isteaċ sa n-Éigipt. Agus ḃí Dia
leis, Agus d'ḟuasgail sé é as gaċ guais d'á dtáinig 10
air, [7] agus ṫug sé fáḃar agus eagna ḋó i súiliḃ Faraó
rí na h-Éigipte, agus do ḋein sé uaċtarán dé ar an
Éigipt agus ar a ṫeaġlaċ féin go léir. Ansan do 11
ṫáinig an gorta an an Éigipt an fad agus an Ċanaan,
agus cruadtan mór, agus ní raiḃ bia le fáġail ag
ár n-aiṫreaċaiḃ. [8] Agus nuair a d'airiġ Iácób arḃas 12
a ḃeiṫ le fáġail sa n-Éigipt ċuin sé án n-aiṫreaċa
ann ar dtúis. [9] Agus an tarna turus d'aiṫin a 13
ḋriṫáraċa Ióseṗ agus do noċtaḋ a ċine do Faraó.
Ansan do ċuir Ióseṗ sios ar Iácób, a aṫair, agus ar 14
a ġaoltaiḃ go léir, ċúig duine ḋéag a's trí fiċid.
[10] Agus ċuaiḋ Iácób síos sa n-Éigipt, agus [11] fuair 15
sé bás, é féin agus án n-aiṫreaċa. Agus do tugaḋ 16
go Siċem iad agus do cuireaḋ iad sa n-uaiġ [12] a
ċeannaiġ Aḃraham ar airgead ó ṁacaiḃ Hemór, mac
Siċem.

Aċ nuair a ḃí ag teaċt am na geallaṁna a ġeall 17

[1] Gen. xv. 13. [2] Gen. xvil. 10. [3] Gen. xxi. 2.
[4] Gen. xxv. 25. [5] Gen. xxix. 32 agus xxxv. 22.
[6] Gen. xxxvii. 28. [7] Gen. xli. 37. [8] Gen. xlii. 2.
[9] Gen. xlv. 3. [10] Gen. xlviii. 5. [11] Gen. xlix. 32.
[12] Gen. xxiii. 16 agus l. 5 agus 13; Ios. xxiv. 32.

Dia d'Áḃraham ḃí an t-slioċt tar éis dul i [1] lionṁaire
18 sa n-Éigipt, go dtí gur éiriġ ri eile sa n-Éigipt
19 ná raiḃ aiṫne aige ar Ióseṗ. Ḋein sé sin feall ar ár
gcine agus ċuir sé cruaḋtar an ár n-aiṫreaċaiḃ, go
gcaiṫidís a gclann óg do ċur uaṫa amaċ i dtreó ná
20 mairfidís. [2] Sa n-am san iseaḋ do rugaḋ Maois,
agus dob ionṁuin le Dia é, agus do h-oileaḋ ar
21 feaḋ trí ṁí é i dtiġ a aṫar. Ansan do cuireaḋ amaċ
é, agus do ṫóg inġean Faraó é agus ḋein sí é ḋ'oileaṁ
22 aint 'n-a ṁac aici féin. Agus do múineaḋ do Ṁaois
gaċ saġas eagna d'á raiḃ ag muinntir na h-Éigipte
agus ḃí sé cóṁaċtaċ 'na ḃréiṫriḃ agus 'na ġníoṁ-
23 arṫaiḃ. Nuair a ḃí sé daċad dlian d'aois ṫáinig
maċtnaṁ i n' aigne ḋó go raġaḋ sé ag féaċaint a
24 ḃráiṫre, clann Israéil. [3] Agus ċonnaic sé éagcóir 'á
ḋéanaṁ an ḋuine acu agus do ċosain sé é, agus ḋein
sé díoltar ar son an t-é gur deineaḋ an éagcóir air,
25 mar do ḃuail sé an t-Éigipteaċ. Agus do ṁeas sé
go dtuigfeaḋ a ḃráiṫre go dtaḃarfaḋ Dia tré n-a
26 láim féin, fuasgailt dóiḃ, aċ níor ṫuigeadar. [4] Lán
n-a ṁáireaċ a ḃí ċúġainn ṫáinig sé orṫa agus iad ag
troid, agus ḋein sé caradas agus síoṫċáin eatarṫa,
agus duḃairt sé: A ḟeara, is bráiṫre siḃ; cad ċuige
27 ḋaoiḃ a ċéile ġortú? Aċ an fear a ḃí ag déanaṁ
na h-éagcóna ar a ċóṁarsain do ḋiúltuiġ sé ḋó agus
duḃairt sé: Cé ċeap tusa ad' ṗriúnsa agus ad'
28 ḃreiṫeaṁ os árgcionn? An me ṁarḃú a ċeapann tú mar
29 a masḃuiġis an t-Éigipteaċ indé? Nuain airiġ Maois
an focal san do ṫeiṫ sé agus ḃí sé 'n-a ḋeóruiḋe i
dtír Ṁadian, agus ḃí beirt ṁac aige sa tír sin.
30 Agus tar éis daċad blian do [5] ṫaisbeáin aingeal é
féin dó i ḃfásaċ cnuic Sína, i lasair ṫeine, i dtor.
31 Agus nuair a ċonnaic Maois an níḋ sin do ṫáinig
iongna air, agus ḃí sé ag teaċt i n'aice, 'ġá ḃreiṫniú
agus do laḃair guṫ an Tiġearna leis, agus duḃairt:
32 Is mise Dia t'aṫaraċ Dia Ábrahaim, agus Dia
Isáac agus Dia Iácóiḃ. Agus ṫáinig criṫeagla ar
33 Ṁaois agus níor leóṁaiġ sé féaċaint air. Agus

[1] Exod. i. 7. [2] Exod. ii. 2. [3] Exod. ii. 12.
[4] Exod. ii. 13. [5] Exod. iii. 2.

duḃairt an Tiġearna leis: Ḃain do bróga de t' ċosaiḃ
mar is talaṁ naoṁṫa an áit 'na ḃfuilir ad ṡeasaṁ.
Ag féaċaint dom is léir dom an cruaḋtan 'na ḃfuil 34
mo ṗobul atá sa n-Éigipt, agus do ċloiseas a
ngéarġol agus ṫánag anuas ċun iad a d'ḟuasgailt.
Agus tarsa anois go gcuiread sa n-Éigipt ṫu.

An Maois sin d'ár diúltuíġeaḋ nuair a duḃraḋ 35
leis: Cé ċeap ṫusa ad ṗriúnsa agus ad ḃeeiṫeaṁ?
do ċuir Dia uaiḋ é 'n-a ṗriúnsa agus i n'ḟuasgaltóir,
tré láiṁ an aingil a taisbeánaḋ dó sa tor. [1] Ṫug 36
sé sin leis amaċ iad, agus é ag déanaṁ mírḃúiltí
agus soluíḋí i dtír na h-Éigipte agus sa Ṁuir Ruaiḋ
agus sa ḃfásaċ ar feaḋ daċad blian. Isé an Ṁaois 37
sin aduḃairt le clainn Israéil: [2] Tógfaiḋ Dia ċúġaiḃ
fáiḋ d'ḃúr mḃráiṫriḃ, mar mise; éistfiḋ siḃ leis sin.
[3] Siḋé a ḃí sa n-eaglais sa n-uaigneas i ḃfoċair an 38
aingil, do laḃair leis ar ċnuc Sína agus le n-ár
n-aiṫreaċaiḃ; do ġlac bréiṫre na beaṫa le taḃairt
dúinn. Agus ní ḋéanfaḋ ár n-aiṫreaċa rud air, 39
aċ do ḋiúltuiḋdar dó agus d'iompuiġdar a gcroiḋe
ar an Éigipt, Agus dúḃradar le h-Aaron: [4] Dein 40
dúinn déiṫe a ḃeiḋ ag gluaiseaċt rómainn; óir an
Maois seo a ṫug amaċ a h-Éigipt sinn ní fead-
ramair cad 'tá imiġṫe air. Agus deineadar gaṁ- 41
ain ins na laeṫiḃ sin, agus deineadar íḋbirt ċun
an íoṁáiġ, agus deineadar gáirdeaċas a h-obair a
láṁ féin. Agus d'iompuiġ Dia agus do leig sé ḋóiḃ 42
beiṫ ag déanaṁ seirḃíse do ṡluaġ neiṁe, man atá
sgríoḃṫa i leaḃar na ḃfáiḋ: [5] Ar deineaḃair ofráil
agus íḋbirt dóṁsa sa ḃfásaċ i gcaiṫeaṁ daċad ḃlian
a leaglaċ Israéil? Agus do ġlacaḃair tabernacul 43
Ṁoloċ agus réalt ḃúr nDé Rempam, íoṁáġṫa a
deineaḃair le nḃúr láṁaiḃ féin ċun iad d'aḋraḋ.
Agus aistireóċad siḃ ṫar Ḃabilóin.

Ḃí tabernacul na fiaḋnaise ag ár n-aiṫreaċaiḃ sa 44
ḃfásaċ, fé mas a ċeap Dia ḋóiḃ nuair a [6] laḃair sé
le Maois, go ndéanfaḋ sé é do réir au ṁacsaṁla a
ċonnaic sé. Agus do ṫóġ ár n-aiṫreaċa, agus Iésus 45

[1] Exod. vii. 8, ix. 10, xi. 4. [2] Deut xviii. 15. [3] Exod. xx. 3.
[4] Exod. xxxii. 1. [5] Amos v. 25. [6] Exod. xxv.40.

é agus ṫugadar leó é isteaċ sa tír a ḃí ag geinte,
agus ḋíbir Dia iad san ó aġaiḋ ár n-aiṫreaċ, go dtí
46 laeṫe Ḋáiḃiḋ, Agus fuair sé sin fáḃar i láṫair
Dé, agus d'iarr sé go ḃfaġaḋ sé tabernacul do
47 Dia Iácóiḃ. Aċ is é Salomón a ċuir suas tiġ dó.
48 Aċ ní h-i nḋéantús láṁ a ċóṁnuiġeann an dúileaṁ,
49 mar adeir an fáiḋ:† [1] Is é neaṁ mo ċaṫaoír ríoġḋa,
agus an talaṁ taca mo ċos. Cad é an tiġ a ḋéanfaiḋ
siḃ dom, adeir an Tiġearna, nú cá ḃfuil áit mo
50 ṡuaiṁnis? Náċ iad mo láṁa féin a ḋein iad go léir?
51 A luċt na muinéal stuacaċ agus na g-croiḋṫe
agus na gcluas gan tímpallġearrad, táṫaoí coit-
ċianta ag cur i n-aġaiḋ an Spioraid Naoiṁ: Man a ḃí
52 ḃúr n-aiṫreaċa, sin man atáṫaoí-se. Cia'cu de sna
fáiḋiḃ nár ḋein ḃúr n-aiṫreaċa géarleanṁaint air?
Agus ċuireadar ċun báis na daoine a ṫargair dóiḃ
teaċt an Ḟíon-Aoin seo a ḋeineaḃair-se féin anois do
53 ḃraṫ agus do ċur ċun báis. Do ġlacaḃair an dlíġ
ó ḟriṫálaṁ na n-aingeal agus níor ċoiméadaḃair an
dlíġ.

54 Nuair airíġdar an ċainnt sin do ġeárr sí an croiḋe
55 acu agus bíodar ag díosgán a ḃfiacal ċuige. Aċ ḃí
sé lán de'n Spiorad Naoṁ agus d'ḟéaċ sé suas ins
na flaṫais agus ċonnaic sé glóire Dé agus Íosa 'n-a
ṡeasaṁ an ḋeasláiṁ Dé, agus duḃairt sé: Féaċ ċím
na flaṫais ar osgailt agus Mac an Duine 'n-a ṡeasaṁ
56 ar deasláiṁ Dé. Ansan do ċuireadar liú árd asta
agus do ċuireadar a láṁa ar a gcluasaiḃ agus do
57 riṫadar i n-aonḟeaċt ċuige, Agus do ċomáineadar
amaċ as an gcaṫair é agus ġaḃdan do sna cloċaiḃ
ann, agus ċuir na fínniṫe a mbraiṫ ag cosaiḃ fir óig

[1] Isáias lxvi. 1,

† Ver. 48. "Ní h-i nḋéantús láṁ," ⁊rl. .i. Nil aon ġáḋ aige le tiġṫiḃ cré agus ní féidir é ḋúnaḋ laistiġ díoḃ. Aċ sa n-am gcéadna, ó 'tá sé gan teóra tá sé ins gaċ uile áit, agus istiġ i n ár dtiġṫiḃ ċóṁ maiṫ le gaċ áit eile. Agus do ċóṁnuiġ Críost, sa ṁéid gur duine é, i dtiġṫiḃ, agus tá sé anois ar ár n-altóraiḃ.

ar a dtugtí Saul. Agus ġaḃdar do sna cloċaiḃ i 58
Stioṗan agus é ag glaoḋa ar Ḋia, agus: A Ṫiġearna
Íosa, glac ċuġat m'anam! adeireaḋ sé. Ansan do 59
leig sé é féin ar a ġlúiniḃ agus duḃairt sé, do ġuṫ
árd: A Ṫiġearna ná cuir an peaca so i leiṫ na ndaoine
seo! Agus nuair a ḃí an méid sin ráiḋte aige do
ṫuit a ċodla air sa Ṫiġearna.

Agus ḃí Saul toilteanaċ ċun a ḃáis.

# Caibidiol VIII.

Na Samaritánaiġ dá n-iompód ag Pilib ċun an ċreidiṁ agus an coillteánaċ da ḃaisteaḋ aige.

Ansan do deineaḋ, ins na laeṫiḃ [1] sin íde ana-ḋian 1
ar an eaglais a ḃí i nIerúsalem agus do sgaipeaḋ na
daoine go léir tré ċríoċaiḃ Iúdaéa agus Ṡamaría, aċ
aṁáin na h-Aspoil. Asus ṫug daoine diaḋa aire 2
do Stioṗán agus ċaoineadar é go mór. Aċ ḃí léir- 3
sgrios ag Saul 'á ḋéanaṁ ar an eaglais, é ag dul
isteaċ ins na tiġṫiḃ agus fir agus mná aige 'á ṫarraċ
amaċ agus é 'ġá gcur i mbraiġdineas.

Aċ an ṁuinntir a sgaipeaḋ do ġluaiseadar rómpa 4
ag craoḃsgaoile bréiṫre Ḋé. Agus ċuaiḋ Pilib síos 5
go caṫair Samaría agus ḃí sé ag craoḃsgaoile Críost
dóiḃ sin. Agus ṫug na daoine aire do ċainnt Ṗiliḃ 6
agus d'éisteadar leis do ṫoil a céile, mar ċonnacadar
na mírḃúiltí a ḃí aige 'á ḋéanaṁ. Mar ḃí a lán acu 7
'na raiḃ spioraidí truailliġṫe ionta agus go n-im-
ṫíġdís asta ag éiġeaṁ go h-árd. Agus a lán a ḃí 8
míllte agus a ḃí bacaċ do leiġiseaḋ iad.

D'á ḃríġ sin ḃí áṫas mór sa ċaṫair sin. Aċ ḃí fear 9
áiriṫe d'ar ḃ' ainim Símón agus ḃí sé 'n-a ḋraoi sa
ċaṫair roiṁe sin agus é ag meallaḋ muinntire Ṡamaría,
'ġá ráḋ gur ḋuine mór éigin é, Agus ṫugaḋ na daoine 10
go léir, beag agus mór, cluas dó, agus deiridís:
Cóṁaċt Ḋé é seo, an ċóṁaċt ar a dtugtar mór-

[1] A.D. 33

11 ċóṁaċt. Agus d'éistidís leis, mar ḃíodar meallta
12 le n-a ċuid draoiḋeaċta aige ar feaḋ aḃfaḋ. Aċ
nuair a ċreideadar Pilib agus é ag craoḃsgaoile
i dtaoḃ ríġeaċta Dé, do baisceaḋ iad, idir ḟearaiḃ
13 agus mná, i n-ainim Íosa Críost. Ansan do ċreid
Símón féin agus do baisteaḋ é, agus d'ḟan sé i
ḃfoċair Ṗilib. Agus nuair a ċíoḋ sé na mírḃúiltí
d'á ndéanaṁ, agus na cóṁaċta ṫar na beartaiḃ, ḃíoḋ
iongna agus alltaċt air.
14 Ansan d'airiġ na h-Aspoil a ḃí i n-Ierúsalem go
raiḃ Samaria tar éis bréiṫir Dé do ġlacaḋ agus
15 ċuireadar Peadar agus Eóin ag triall orṫa. Agus
nuair a ṫánadar ḋeineadar guiḋe ar a son, go nglac-
16 faidís an Spiorad Naoṁ. Óir ní raiḃ tagaiṫe aige
fós i n-aoinne acu; ní raḃdar aċ baistiṫe i n-ainim
17 an Tiġearna Íosa. Ansan do ċuireadar a láṁa orṫa
agus do ġlacadar an Spiorad Naoṁ.*
18 Nuair a ċonnaic Símón, áṁ, an Spiorad d'á ṫaḃ-
airt tré ḋul sé láiṁ na n-Aspol do ṫarraig sé airgead
19 dóiḃ, Agus duḃairt sé: tugaiḋ dóṁsa an cóṁaċt
san, i dtreo, an t-é go gcuirfead mo láṁ air go nglac-
faiḋ sé an Spiorad Naoṁ. Duḃairt Peadar leis, áṁ:
20 Íde an do ċuid airgid agus ort féin, óir do ṁeasais
21 gur féidir taḃarṫas Dé d'ḟáġail ar airgead. Ní'l
páirt ná baint agatsa leis an ngnó so, mar ní díreaċ
22 do ċroiḋe i láṫair Dé. Déin aiṫríġe, d'á ḃríġ sin,
sa n-olc so atá déanta agat, agus iarr ar Dia, féaċ-
aint an maiṫfí ḋuit an smuíneaṁ so a ṫáinig ad ċroiḋe.
23 Óir ċím go ḃfuilir i ndomblas seirḃṫin agus fé
24 ċuiḃreaċ an uilc. Agus d'ḟreagair Símón agus
duḃairt: Cuiriḋ-se ḃúr nguiḋe ċun an Tiġearna ar

* Ver. 17. "Do ċuireadar a laṁa orṫa." Ċuinreaḋ na h-Aspoil daoine fé láiṁ easboig leis na láṁa ċur orṫa, agus le guiḋe ḋéanaṁ, agus leis sin do ġlacaḋ na Críostuiḋṫe an Spiorad Naoṁ. Gan aṁras do ġlacaidís grásta an Spioraid Naoiṁ nuair a baistṫí iad, aċ ní tugtí ḋóiḃ an uair sin an ḟorlíontaċt ġrásta agus na tíodlaicí eile sin a ṫugaḋ dóiḃ neart ċun an ċreidiṁ a ḋ'aḋmáil go h-osgailte; tíodlaicí a ġlacaidís 'n-a ḋiaiḋ san ós na h-easbogaiḃ i sacraimint dul fé láiṁ easpuig.

mo ṡon ionus ná tiocfaḋ orm aon níḋ de sna neiṫiḃ
sin atá ráiḋte agaiḃ.

Agus ṫánadar-san tar n-ais go Ierúsalem, tar 25
éis briaṫan an Tiġearna do ḋearḃaḋ agus do laḃairt,
agus ḋeineadar craoḃsgaoile tré n-a lán de ċríoċaiḃ
na Samaritánaċ.

Ansan do laḃair aingeal an Tiġearna le Pilib agus 26
duḃairt sé: Eiriġ agus imṫiġ ó ḋeas ċun lna h-áite
'na bfuil an bóṫar ó Ierúsalem go Gása; is fásaċ
an áit. D'eiriġ sé agus d'imṫiġ sé. Agus féaċ, 27
ḃí fear ó Éṫiópia, coillteánaċ cóṁaċtaċ le banríġin
Éṫiópia, le Candacé, fear a ḃí os cionn a saiḋḃris
go léir aici, agus ḃí sé tar éis teaċt go Ierúsalem
ċun Dia d'aḋraḋ'; Agus ḃí sé ag dul ṫar n-ais agus 28
é 'n-a ṡuiḋe 'n-a ċarbaḋ, agus Isáias fáiḋ aige d'á
léiġe. Agus duḃairt an Spioraid le Piliḃ: Imṫiġ 29
anonn agus cuir ṫu féin i n-aice an ċarbaid sin.
Ṫáinig Pilib i n'aice agus d'airiġ sé é ag léiġe Isáias 30
fáiḋ, agus duḃainc sé: An dóiġ leat a' dtuigeann
tú an níḋ atá agat d'á léiġe? Duḃairt seisean: 31
Agus conus is féidir dom é ṫuisginc mura dtais-
beánaid duine éigin dom é? Agus d'iarr sé an Ṗilib
dul suas agus suiḋe i n'aice. Agus siḋé an áit de'n 32
sgriptiúir a ḃí aige dá léiġe: [1]Do seólad ċun a
ṁarḃṫa é mar a seólfí caora; agus, an nós an uain
a ḃeaḋ gan guṫ i láṫair a ḃearbóra, níor osgail sé
a ḃéal. I n-úṁluiġeaċt do tógaḋ uaiḋ a ḃreiṫ- 33
eaṁantas. Cé neósfaiḋ a ġeinealaċ? Óir ṫógfar a
ḃeaṫa de'n dtalaṁ. Agus d'ḟreagair an coill- 34
teánaċ agus duḃairt sé le Piliḃ: Aṫċuinġim ort cia
air go laḃrann an fáiḋ an ċainnt sin? an air féin nú
an ar ḋuine eile? Ansan d'osgail Piliḃ a ḃéal agus 35
ṫusnuiġ sé leis an sgriptiúir sin agus do ċraoḃsgaoil
sé Íosa ḋó. Agus, ag cur na slíġe ḋíoḃ dóiḃ ṫán- 36
adar mar a raiḃ uisge, agus duḃairt an coillteánaċ:
Féaċ an t-uisge, cad 'tá am ċosg air go mbaistfí me?
Aċ duḃairt Piliḃ: Má ċreideann tú ód' ċroiḋe go 37
h-iomlán ní misde é. Agus d'ḟreagair seisean agus

[1] Isáias liii. 7.

38 duḃairt: Creidim gur b'é Mac Dé Íosa Críost.* Agus
d'órduiġ sé an carbad do stop agus ṫúirlingeadar
39 araon sa n-uisge, Pilib agus an coillteánaċ, agus do
ḃaist sé é. Agus nuair a ṫánadar aníos as an uisge
d'ḟuadaiġ Spioraid an Tiġearna Pilib agus ní ḟeacaiḋ
an coillteánaċ a ṫuille é. Aċ d'imṫiġ sé a ḃóṫar féin
40 agus áṫas air. Agus do fuaraḋ Pilib i n-Asótos agus
ġluais sé tríd an dtír ag craoḃsgaoile an tSoisgéil
ins na caṫaraċaiḃ go léir ċun go dtáinig se go
Caésaréa

# Caibidiol IX.

Iompáil Ṗóil ċun an ċreidiṁ, agus a díoġras. Énéas d'á leiġeas ag Peadar, ⁊ Taibíta dá tóġaint aige ón mbás.

1 Agus ṫáinig [1] Saul, agus é ag síor-ṡéide ḃagarṫa
ḃáis i n-aġaiḋ deisgiobul an Tiġearna, ag triall ar
2 ṗrúnsa na sagasc, Agus d'iarr sé air leitreaċa
ṫaḃairt dó go Damascus, ċun na sinagóg, i dtreó
dá ḃfaġaḋ sé aon daoine, fir 'ná mná, de 'n tslíġ sin,
go dtaḃarfaḋ sé leis iad gaḃṫa go Ierúsalem.
3 [2] Agus ag cur na slíġe ḋé dó do ṫárla go dtáinig
sé i gcóṁgar do Ḋamascus, agus go h-obann do las
4 solus ó neaṁ 'n-a ṫímpul. Agus ṫuit sé ċun tailiṁ
agus d'airiġ sé an guṫ ġá ráḋ leis: A Ṡaul, a Ṡaul,
5 cad ċuige go ḃfuilir am ġéarleanṁaint? Agus
duḃairt seisean: Cia h-é ṫu, a Ṫiġearna? agus eisean:
Mise Íosa 'na ḃfuilirse am ġéarleanṁaint, is cruaiḋ
6 ort ḃeiṫ a' speaċuíol i n-aġaiḋ an ṗriocaire. Agus
duḃairt seisean agus é ag criṫ le h-uaṫḃás: A Ṫiġ-

[1] Gal. i. 13.

[2] *Infra* xxii. 6, xxii. 10, xxvi. 12; 1 Cor. xv. 8, 2 Cor. xii. 2.

* Ver. 37. "Má ċreideann tú ód' ċroiḋe go h-iomlán," ⁊rl. Is minic ná h-ainimníġeann an sgriptiúir aċ aon ċeann aṁáin de sna meónaiḃ riaċtanaċa, mar a deintear anso, .i. creideaṁ, bíoḋ go ḃfuil meóin eile atá riaċtanaċ ċóṁ maiṫ, .i. dólás croiḋe agus dóċas agus gráḋ do Ḋia. Aċ beireann creideaṁ leis iomláine croiḋe, agus gaċ aon ruḋ atá ríaċtanaċ ċun slánuiġṫe.

earna, cad is toil leat a ḋéanfainn? Agus duḃairt 7
an Tiġearna leis: Eiriġ agus imṫiġ isteaċ sa ċaṫair
agus neósfar sa n-áit sin duit cad tá agat le
déanaṁ. Agus na fir a ḃí le n-a ċois ḃíodar 'n-a
seasaṁ agus uaṫḃás orṫa, agus iad ag éisteaċt leis
an nguṫ agus ná feacadar aoinne. Agus d'éiriġ 8
Saul de'n talaṁ agus d'osgail sé a ṡúile aċ ní ḟeacaiḋ
sé aon níḋ. Agus do rugadar ar láṁ air agus do
ṡeoladar isteaċ i nDamascus é. Agus ḃí sé ansan 9
trí lá gan radarc, agus níor ċaiṫ sé bia 'ná deoċ.

Agus ḃí i nDamascus duine de ḋeisgiobulaiḃ an 10
Tiġearna agus Ananías ab ainim dó, [1] agus duḃairt
an Tiġearna leis, i n-aising: A Ananíais! Agus
duḃairt seisean: Táim anso, a Ṫiġearna! Agus 11
duḃairt an Tiġearna leis: Eiriġ agus imṫiġ go dtí
an tsráid ar a dtugtar an Díreaċ, agus loirg, i dtiġ
Iúdáis, fear ó Ṫarsus gur ḃ'ainim dó Saul; mar,
féaċ, tá sé ag guiḋe Dé. (Agus ċonnaic sé an fear d'an 12
ḃ'ainim Ananías agus é ag teaċt isteaċ ag triall air
agus ag cur a láiṁe air ċun radairc a ṫaḃairt dó.) Aċ 13
d'ḟreagair Ananías: A Ṫiġearna, d'airiġeas i dtaoḃ
an ḟir sin, ó n-a lán, méid na n-olc atá déanta aige
do d'naoiṁ i n-Ierúsalem: Agus tá úġdarás anso 14
aige ó uaċtaránaiḃ na sagart ċun na ndaoine a
ġlaoḋann ar t'ainimse do ġaḃáil. Duḃairt an 15
Ṫiġearna leis: Imṫiġ ort, óir is árṫaċ toġṫa an fear
san agamsa ċun m'ainime ḃreiṫ i láṫair geinte agus
ríġṫe agus clainne Israéil. Mar taisbeánfadsa dó 16
cad iad na néiṫe móra atá le fulang aige ar son
m'ainime. Agus d'imṫiġ Ananías agus ċuaiḋ sé 17
isteaċ sa tiġ agus ċuir sé a láṁ air agus duḃairt
sé: A Ṡaul, a ḃráṫair, an Tiġearna Íosa a ṫaisbeáin
é féin duit ar an slíġ agus tu ag teaċt, do ċuir sé
mise ċuġat ionus go ḃfeicfá agus go líonfí de'n
Spioraid Naoṁ tu. Agus láiṫreaċ do ṫuit mar 18
ḃeaḋ gáinní d'á ṡúiliḃ agus fuair sé a radarc agus
d'eiriġ sé agus do baisteaḋ é. Agus ċaiṫ sé bia 19
agus ṫáinig neart dó. Agus d'ḟan sé raint laeṫanta
i ḃfoċair na ndeisgiobul a ḃí i nDamascus.

[1] *Infra* xxii. 12.

20 Agus láiṫreaċ, ins na sinagógaiḃ, ḃí sé ag sean-
21 móin i dtaoḃ Íosa, gur b' é Mac Dé é. Agus ḃí
uaṫḃás ar a raiḃ ag éisteaċt leis, agus deiridís:
Náċ é seo an fear a ḃí ag déanaṁ íde i n-Ierúsalem ar
an muinntir a ġlaoḋaḋ ar an ainim sin, agus náċ é
gnó a ṫug anso é ná ċun iad do ḃreiṫ leis gaḃṫa ag
triall ar uaċtaránaiḃ na sagart? Aċ ḃí Saul ag
22 neartú go mór agus é ag cur na n-Iúdaċ ar mear-
aíḋe, a raiḃ i nDamascus díoḃ, toisg é ḃeiṫ ġá deiṁ-
niú gur ḃ' é sin an Críost.
23 Agus nuair a ḃí a lán laeṫanta caiṫte dein na
Iúdaíġ a ḃeartú, do ṫoil a ċéile, go marḃóċaidís é.
24 Aċ do fuair Saul eólus ar iad a ḃeiṫ ar a ṫí. [1] Agus
ḃí luċt cimeádta acu ar na geataíḃ do ló agus d'oiḋċe,
25 ċun go marḃóċaidís é. Aċ do ṫóg na deisgiobuil é
sa n-oiḋċe agus ċuireadar síos de ḋruim an ḟalla
26 é i gciseán. Agus ṫáinig sé go Ierúsalem agus
ṁeas sé dul leis na deisgiobuil, aċ ḃí eagla acu go
léir roimis agus ní ċreidfidís gur ḋeisgiobul é.
27 Aċ do ṫóg Barnabas é agus do rug sé ag triall ar
na hAspoil é agus d'inmr sé ḋóiḃ conus mar a
ċonnaic sé an Tiġearna ar an slíġ agus gur laḃair sé
leis, agus conus mar a dein sé obair ċalma i n-ainim
28 Íosa, i nDamascus. Agus ḃí sé 'n-a ḃfoċair, ag
gaḃáil amaċ agus ag gaḃáil isteaċ i n-Ierúsalem
agus obair ċalma aige 'á déanaṁ i n-ainim an Tiġ-
29 earna. Do laḃraḋ sé mar an gcéadna leis na gein-
tiḃ agus ḃíoḋ sé ag díospóireaċt leis na Gréagaiġ;
30 agus ḃíodar san a d'iarraiḋ é ċun ċun báis. Fuair
na bráiṫre an níḋ sin amaċ agus do rugadar go
Caesaréa é agus ċuireadar as san go Tarsus é.

Agus ḃí síoṫċáin ag an eaglais ar fuid Iúdaéa go léir agus as fuid Ġalillí agus Ṡamaría, agus ḃí sí ag dul ar aġaid ag gluaiseaċt i n-eagla an Tiġearna, agus í dá líonaḋ le sólás an Spioraid Naoiṁ. Agus do ṫárla, nuair a ḃí Peadar ag taḃairt a ċuard sa tímpal orṫa, go dtáinig sé ċun na naoṁ a ḃí 'n-a

[1] 2 Cor. xi. 32.

gcoṁnuíġe i Lidda. Agus fuair sé sa n-áit sin duine 33
d'ár ḃ'ainim Éneas, a ḃí gan lúṫ a ġéag agus a ḃí ar
a leaḃaiḋ ar feaḋ oċt mblian. Agus duḃairt Peadar 34
leir: A Énéis, tá an Tiġearna Íosa Críost ag taḃairt
sláinte ḋuit. Eiriġ agus córuiġ do leabaiḋ! Agus
d'eiriġ sé láiṫreaċ. Agus ċonnaic muinntir Lidda go 35
léir é agus muinntir Ṡaróna, agus d'iompuiġdar ċun
an Tiġearna.

Agus ḃí i n-Ioppé bandeisgiobul agus Taibíta ab 36
ainim di, nú, ar ṁíniú, Dorcas. Agus ḃí a lán deaġ-
ġnioṁarṫa agus a lán déarca aici sin 'á déanaṁ. Agus 37
do ṫárla ins na laeṫiḃ sin gur buaileaḋ breóite í
agus go ḃfuair sí bás. Agus do níġdar í agus ċuir-
eadar sa tseómra uaċtaraċ í. Aċ, ó ḃí Lidda cóṁ- 38
gasaċ do Ioppé agus gur airiġ na deisgiobuil
Peadar a ḃeiṫ sa n-áiṫ sin, ċuireadar beirt ḟear
ċuige 'ġá ráḋ leis: Ná déin ríġneas gan teaċt ag
triall orainn. Agus d'eiriġ Peadar asus ṫáinig sé 39
leó. Agus nuair a ṫáinig sé ann do rugadar suas
é go dtí an seómra mór, agus ḃí na baintreaċa 'n-a
seasaṁ 'n-a ṫímpal agus iad ag sile deór agus iad
ag taisbeáint na gcótaí agus na mball éadaiġ dó
a ḋeineaḋ Dorcas dóiḃ. Annsan do ċuir Peadar na 40
daoine go léir amaċ as an seómra agus do leig sé é
féin ar a ġlúiniḃ agus ḋein sé úrnuiġṫe, agus d'iom-
puiġ sé ċun an ċuirp agus duḃairt sé: A Ṫaibíta,
eiriġ! Agus d'osgail sisi a súile agus ċonnaic sí
Peadar agus d'eiriġ sí aniar. Agus ṫug sé a láṁ 41
di agus ċuir sé 'n-a seasaṁ í. Asus do ġlaoiḋ sé
isteaċ na naoiṁ agus na baintreaċa agus ṫug sé
suas dóiḃ í 'n-a beaṫaiḋ. Ansan do h-innseaḋ é ar 42
fuaid Ioppé go léir agus do ċreid a lan daoine sa
Tiġearna. Agus do ṫuit amaċ gur ḟan sé mórán 43
laeṫanta i n-Ioppé, i dtiġ fir gur ḃ' ainim dó Símón,
fear leaṫair do leasú.

# Caibidiol X.

Cornélius d'á ġlacaḋ isteaċ sa n-Eaglais. Aisling Ṗeadair.

1 Aċ ḃí i gCaesaréa fear n-ar ḃ'ainim dó Cornélius,
taoiseaċ céad ar an mbuiḋin airm ar a dtugtar
2 an Eadáileaċ, Fear diaḋa n-a raiḃ eagla Dé air féin
agus ar a ṫeaġlaċ, do ṫugaḋ mórán déarca uaiḋ do
sna daoine, agus a ḃíoḋ ag guiḋe Dé coitċianta.
3 Do ċonnaic an fear san, i n-aisling, go soiléir,
tuairim an naoṁaḋ tráṫ sa lá, aingeal ó Ḋia ag
teaċt ċuige isteaċ, agus duḃairt an t-aingeal leis:
4 A Ċornélius! Agus duḃairt seisean, agus é ag
féaċaint air agus eagla mór air: Cad é sin, a Ṫiġ-
earna? Agus duḃairt sé leis: Taid t'úrnuiġṫe
agus do ḋéirc imiġṫe suas, i gcuiṁne, i láṫair Dé.
5 Agus anois cuir fir go Ioppé agus glaoiḋ ċuġat
6 Símón, ar a dtugtar Peadar. Tá sé ar lóistín
i dtiġ Ṡímóin, fear leasuiġṫe leaṫair, n-a ḃfuil a
ṫiġ ar bruaċ na faraige; neósfaiḋ sé sin duit cad 'tá
7 le déanaṁ agat. Agus nuair a d'imṫiġ an t-aingeal,
a ḃí ag cainnt leis, do ġlaoiḋ sé ċuige beirt d'á ṫeaġ-
laċ féin agus fear airm n-a raiḃ eagla an Tiġearna
8 air, daoine a ḃí úṁal dó. Agus d'innis sé ḋóiḃ gaċ
níḋ agus ċuir sé go Ioppé iad.
9 Amáireaċ a ḃí ċúġainn, agus iadsan ag cur na
slíġe ḋíoḃ agus ag teaċt ċun na caṫaraċ, tuairim
an séṁaḋ tráṫ, ċuaiḋ Peadar suas i n-uaċtar an
10 tiġe ċun úrnuiġṫe ḋéanaṁ. Ansan ṫáinig ocras air
agus ba ṁian leis bia do ċaiṫeam. Agus an ḟaid a
ḃíodar ag ollṁú an ḃíḋ dó ṫáinig táṁnéal air.
11 Ċonnaic sé na flaṫais ar osgailt agus árṫaċ, mar a
ḃéaḋ bairlín ana-ṁór agus í d'á leigint anuas, le n-a
12 ċeiṫre cúinníḃ, as na flaṫais ċun an tailiṁ. Agus
ḃí uirṫi an uile ṡaġas ainṁiġṫe ċeiṫre gcos, agus
13 piastaí, agus éanlaiṫe an aéir. Agus do labair
14 guṫ leis: Eiriġ, a Ṗeadair, agus mairḃ agus iṫ! Aċ
duḃairt Peadar: Nár leigiḋ Dia go ndéanfainn san, a
Ṫiġearna, óir níor iṫeas riaṁ bia coitċian ná bia
15 neaṁ-ġlan. Agus do labair an guṫ airís leis: An

níḋ a ġlan Ḋia ná taḃairse coitċian air! Do deineaḋ 16
san trí h-uaire a ċéile agus ansan do tógaḋ an
t-árṫaċ ṫar n-air isteaċ ins na flaṫais.

Agus an ḟaid a ḃí Peadar 'ġá ḃreiṫniú i n' aigne cad 17
é an saġas an raḋarc san a ċonnaic sé, féaċ, ḃí na fir a
ċuir Cornélius uaiḋ 'n-a seasaṁ ag an ndorus, 'ġá ḟiaf-
raiġe cá raiḃ ṫiġ Ṡímóin. Agus do ġlaoḋadar agus 18
d'ḟiafraiġdar an raiḃ Símón ar a dtugtar Peadar,
ar lóisoín sa tiġ. Ḃí Peadar, áṁṫaċ, ag cuíṁneaṁ 19
ar an aisling agus duḃairt an Spiorad leis: Féaċ,
tá triúr fear ad' lorg. Eiriġ, dá ḃríġ sin, agus 20
imṫiġ síos agus gluais leó, óir is mise ċuir ċúġat
iad. D'imṫiġ Peadar síos ċun na ḃfear agus duḃ- 21
airt sé: Féaċ, is mise atá uaiḃ: Cad ċuige go dtán-
aḃair? Agus duḃradar-san: Cornélius, an taoiseaċ 22
céad, fear atá fíoraonta úṁal do Ḋia agus go ḃfuil
meas mór ag na lúdaíġ go léir air, fuair sé freagra
ó aingeal naoṁṫa 'ġá ráḋ leis fios a ċur ortsa ċun
a ṫíġe agus éisteaċt le cainnt uait. Do ruġ sé isteaċ 23
iad ansan i gcóir na h-oiḋċe. Agus d'eiriġ sé
amáireaċ a ḃí ċúġainn agus ġluais sé i n-aonḟeaċt
leó, agus ċuaiḋ raint de sna bráiṫriḃ ó Ioppé le n-a
ċois.

Ċuaiḋ sé isteaċ i gCaesaréa an lá 'n-a ḋiaiḋ san, 24
agus ḃi Cornélius ag feiṫeaṁ leó agus a ġaolta agus
a ċáirde cruinniġṫe aige. Asus do ṫárla nuair a 25
ṫáinig sé isteaċ go dtáinig Cornélius 'n-a ċoinniḃ
agus gur ṡléaċt sé agá ċosaiḃ ġá onórú. Aċ do 26
ṫóg Peadar suas é agus duḃairt sé: Eiriġ! Duine
iseaḋ mise féin, leis. Agus ṫáinig sé isteaċ sa tiġ 27
agus é ag cainnt leis, agus fuair sé an ṁórċuid
daoine cruinniġṫe istiġ,

Agus duḃairt sé leó: is eól daoiḃse conus mar 28
is urġráin d'ḟear lúdaċ baint ná coṁluadar a
ḋéanaṁ le cine iasaċta, aċ do ṫaisbeáin Dia dóṁsa
gan coitċian ná neaṁġlan a ṫaḃairt ar aon duine.
Dá ḃríġ sin, ċóṁ luaṫ agus a cuireaḋ sios orm 29
ṫánag gan stad. Fiafraiġim, uime sin, cad ċuige
gur ċuiregḃair fios orm?

Agus duḃairt Cornélius: Ċeiṫre lá ó ṡin, go dtí 30

an uair seo, ḃíos am ṫiġ um an naoṁaḋ tráṫ agus
me ag guiḋe, agus féaċ, do ṡeasaiṁ fear ar m'aġaiḋ
31 amaċ agus éadaċ geal air agus dubairt sé: A Ċor-
nélius, tá éistiṫe le d' ġuiḋe agus tá cuiṁne ar do
32 ḋéirc i láṫair Dé. Cuir fios go Ioppé, dá bríġ sin,
an Ṡímón ar a dtugtar Peadar: tá sé an lóisdín
i dtiġ Ṡímóin, an fear leasuiġṫe leaṫair, i n-aice na
33 faraige. Ansan do ċuireas fios ortsa láiṫreaċ agus
is maiṫ an teaċt agatsa é. Agus táimíd go léir
anso anois ad láṫair ċun éisteaċt le gaċ uile níd
a ḋ'órduiġ Dia ḋuit.
34 Ansan d'osgail Peadar a béal agus dubairt sé:
Is léir dom le fírinne ná féaċann Dia do [1] ṗean-
35 sain seaċas pearsa, Aċ go bféaċann sé do'n t-é
sin, ins gaċ cine, 'na mbíonn a eagla air agus a ḋein-
36 eann fíoraontaċt.* Do ċuir Dia an briaṫar ċun
clainne Israéil, ag fógairt síoṫċána tré Íosa Críost,
37 (siné is Tiġearna ar gaċ uile níḋ): Is eól daoibse
an focal a labraḋ ar fuid Iúdaéa go léir, [2] óir do
ṫusnuiġ sé ó Ġaililí tar éis an baiste a ċraobsgaoil
38 Eóin: Íosa ó Nasaret: ċonus mar do ong Dia é
leis an Spioraid Naoṁ agus le cóṁaċt, agus gur
ġluais sé ag déanaṁ tairbṫe agus ag leiġeas na
ndaoine a bí fé annsmaċt an diabail, toisg Dia beiṫ
39 leis. Agus is fínniṫe sinne ar gaċ níḋ dár ḋein sé
i gcríċ na nIúdaċ agus i n-Ierúsalem, gur cuireaḋ
40 ċun báis é 'ḋá ċroċaḋ ar an gcrann. Agus do ṫóg
Dia ó'n mbás é an treas lá agus ṫug sé le feisgint

[1] Deut. x. 17; 2 Par. xix. 7; Iób xxxiv. 19; Eagna vi. 8; Eccli. xxxv. 15; Róṁ. ii. 11; Gal. ii. 6; 1 Pead. 1. 17.

[2] Lúc. iv. 14.

* Ven. 35. "ins gaċ cine." ⁊rl., .i. ní Iúdaíġ aṁáin aċ geinte leis, pé cine gur díob iad, atá taiṫneaṁaċ i láṫair Dé, má tá eagla Dé orṫa agus má ḋeinid siad deaġ-oibreaċa. Aċ tuigtear i gcóṁnuiġe náċ fuláir dóib an creideaṁ fírinneaċ a beiṫ acu, óir "gan creideaṁ (adeir Pól naoṁṫa, Eab. xi. 6) ní féidir Dia do ṡásaṁ." Seaċain, d'á bríġ sin, an ṁuinntir a deir, a' bríg na cainnte sin, gur féidin do luċt gaċ creidiṁ beiṫ taiṫneaṁaċ i láṫair Dé. Mar ó nár ṫáinig ó Dia aċ an creideaṁ fírinneaċ, ls léir gur ó aṫair an éiṫíġ atá gaċ creideaṁ fallsa, agus náċ féidir dóib gan beiṫ míṫaiṫneaṁaċ i láṫair Dé na fírinne.

é, ní do'n ṗobul go léir, aċ d'ḟínniṫiḃ a ḃí ceapaiṫe 41
ag Dia roim ré: ḋúinne, a ċaiṫ bia agus deoċ
n'ḟoċair tar éis eiriġṫe ḋó ós na mairḃ. Agus 42
d'órduiġ sé ḋúinn craoḃsgaoile ḋéanaṁ do sna
daoine, agus fiaḋnaise ḋéanaṁ air gur b'é féin atá
ceapaiṫe ag Dia ċun beiṫ 'n-a ḃreiṫeaṁ ar ḃeóiḃ
agus ar ṁarḃaiḃ. [1] Is air seo a ḋeiniḋ na fáiḋe go 43
léir fiaḋnaise, gur i n'ainim-sean atá maiṫeaṁnaċus
peacaí le fáġail ag gaċ aoinne a ċreideann ann.

An ḟaid a ḃí Peadar ag ráḋ na cainnte sin do ṫúir- 44
ling an Spiorad Naoṁ ar a raiḃ ag éisteaċt leis an
mbriaṫar. Agus luċt an tímpallġearrṫa a ṫáinig 45
i n-aonḟeaċt le Peadar, ḃí uaṫḃás orṫa a ráḋ gur
ṫáinig grásta an Spioraid Naoiṁ ar na geintiḃ. Mar 46
ḃíodar ag éisteaċt leó ag labairt na dteangṫaċa agus
ag móraḋ Dé. Ansan d'ḟreagair Peadar: An 47
féidir d'aoinne an t-uisge ċimeáḋ uainn san a
mbaistfí na daoine seo atá tar éis an Spiorad
Naoíṁ a ġlacaḋ ċóṁ maiṫ linn féin? Agus d'órduiġ 48
sé iad do ḃaiste i n-ainim an Ṫiġearna Íosa Críost.
Ansan d'iarradar air fanṁaint 'n-a ḃfoċair raint
laeṫanta.

# Caibidiol XI.

Peadar ġá ṫaisbeáint go raiḃ an ceart aige 'á ḋéanaṁ nuair a ḃí sé ag glacaḋ na ngeinte isteaċ sa n-Eaglais. Iompóḋ a lán i n-Antioċ.

Agus d'airiġ na h-Aspoil agus na bráiṫre a ḃí i 1
n-Iúdaéa gur ġlac na geinte, leis, briaṫar Dé. Ansan 2
nuair a ċuaiḋ Peadar suas go Ierúsalem ḃí luċt
an tímpallġearrṫa ag aiġneas leis, Agus deiridís: 3
Cad ċuige ḋuit dul ameasg daoine gan tímpall-
ġearraḋ orṫa agus bia ċaiṫeaṁ 'n-a ḃfoċair? Agus 4
ṫusnuiġ Peadar agus d'innis sé an sgéal dóiḃ tríd
síos, mar seo
Ḃíos i gcaṫair Ioppé ag déanaṁ urnuiġṫe agus 5

[1] Ierem. xxxi. 34.

ṫáinig táṁnéal orm agus ċonnac aisling, árṫaċ mar
ḃeaḋ bairlín mór d'á leigint anuas as na flaṫais le
n-a ċeiṫre cúinníḃ, agus ṫáinig an ḃairlín am' aice.
6 Agus d'ḟéaċas isteaċ inti 'ġá ḃreiṫniú agus ċonnac
ainiṁiġṫe ċeiṫre gcos an doṁain agus beiṫiḋiġ
7 agus piastaí agus éanlaiṫe an aéir. Ansan d'airíġ-
eas guṫ 'ġá ráḋ liom: Eiriġ, a Ṗeadair, mairḃ agus
8 iṫ! Agus dubart: Ní ḋéanfad, a Ṫiġearna, óir
níor ċuaiḋ bia coitċian ná bia neaṁ-ġlan am béalfa
9 riaṁ fós. Agus d'ḟreagair an guṫ as na flaṫais
an tarna h-uair: An níḋ a ġlan Dia, ná tabairse
10 coitċian air! Do deineaḋ an méid sin trí h-uaire
as a ċéile agus ansan do tógaḋ na neiṫe go léir suas
11 ins na flaṫais airís. Agus le n-a linn sin riúd ag
an dtiġ 'na rabas triúr fear a cuireaḋ ag triall orm
12 a' Caesaréa. Agus dubairt an Spiorad Naoṁ liom
dul leó gan ċeist orm. Agus ċuaid an seisear
bráṫar so le m'ċois, agus ċuamair isteaċ i dtiġ an
13 ḟir. Ansan d'innis seisean dúinn conus mar a
ċonnaic sé, 'n-a ṫiġ féin, aingeal 'n-a ṡeasaṁ, agus
go ndubairt an t-aingeal leis: Cuir fios go Ioppé ar
14 Ṡímón ar a dtugtar Peadar. Agus labarfaiḋ sé leat
cainnt a ṡaorfaiḋ ṫu féin agus do ṫeaġlaċ go léir.
15 Ansan nuair a ṫurnuiġeas ar ċainnt do ṫúirling an
Spiorad Naoṁ orṫa fé mar a ṫúirling sé orainne
16 i dtusaċ. Agus ċuiṁniġeas ar ḟocal an Ṫiġearna,
mar adubairt sé: [1] Ḋein Eóin baiste le h-uisge aċ
17 baistfar siḃse leis an Spiorad Naoṁ. Dá ḃríġ sin,
ma ṫug Dia ḋóiḃsin an grásta céadna a ṫug-sé
dúinne nuair a ċreideamair sa Ṫiġearna Íosa Críost;
cia'r ḃ'é mise go ḃféadfainn cosg a ċur le Dia?
18 Nuair airiġdar an méid sin d'éisteadar, agus
ṫugadar glóire do Ḋia agus dubradar: Seaḋ aċ
tá aiṫríġe ċun na beaṫa tabarṫa ag Dia do sna gein-
tiḃ féin

19 Agus na daoine úd a sgaipeaḋ mar ġeall ar an
dtrioblóid i dtaoḃ Stiopáin do siuḃladar ċóṁ
fada le Poenicé agus le Cuprus agus le h-Antioċ,

[1] Mait. iii. 11; Marc. i. 8; Lúc. iii. 16; Eóin. i. 26.

gan an focal do labairt le h-aoinne aċ le Iúdaíġ aṁáin.
Aċ ḃí cuid acu agus Cupriánaiġ ab eaḋ iad agus Cur- 20
énéaċa, agus nuair a ċuadar isteaċ i n-Antioċ ḃídís
ag cainnt leis na Gréagaiġ féin ag tabairt eóluis ar
an dTiġearna Íosa dóiḃ. Agus ḃí láṁ Ḋé leó agus 21
do h-iompuiġeaḋ cuid ṁór daoine ċun creidiṁ an
Tiġearna.

Ansan do ṫáinig tuairisg na neiṫ sin ċun a gcluas 22
do luċt na h-eagailse a ḃí i n-Ierúsalem agus ċuir-
eadar Barnabas go h-Antioċ. Ṫainig sé agus ċonnaic 23
sé an grásta ó Ḋia agus ḃí áṫas mór air agus ṫug sé
cóṁairle do sna daoine go léir ḃeiṫ seasaṁaċ 'n-a
gcroiḋe agus leanṁaint do'n Tiġearna. Óir fear 24
fóġanta b'eaḋ é a ḃí lán de'n Spioraid Naoṁ, agus
de ċreideaṁ. Agus do tugaḋ cuid ṁór daoine
ċun an Tiġearna.

Ansan do ċuaiḋ Barnabas go Tarsus ag lorg 25
Saul agus nuair a fuair sé é ṫug sé leis go h-Antioċ
é. Agus ṫugadar bliain iomlán i gcóṁluadar na 26
h-eagailse ann, agus ḋeineadar pobal mór do
ṫeagasg, i dtreó gur i n-Antioċ a tugaḋ ar dtúis
Críostaiḋṫe ar na deisgiobuil.

Agus ins na laeṫiḃ sin do ṫáinig fáiḋí ó Ierúsalem 27
go h-Antioċ. Agus d'eiriġ duine acu san d'ár 28
ḃ' ainim Agabus agus ṫug sé le tuisgint, ó'n spioraid,
go raiḃ gorta mór le teaċt ar an saoġal go léir,
agus do ṫáinig san fé Claudius. Agus do ḃeartuiġ 29
na deisgiobuil, gaċ aoinne do réir a ġustail, cabair
a ċur ag triall ar na bráiṫre a ḃí 'n-a gcóṁnuiġe
i nIúdaéa. Agus ḋeineadan san. Ċuireádar an 30
ċabair ċun na seanóirí le Barnabas agus le Saul.

## CAIBIDIOL XII.

Géarleanṁaint Héróid. Peadar dá ḟuasgailt aingeal. Pionós ar Héróḋ.

Le linn na h-aimsire céádna do ċuir Héróḋ, an 1
rí, á láṁa ċun uilc a ḋéanaṁ ar ċuid de ṁuinntir na
h-eagailse. Agus do ṁairḃ sé Séamus, driṫáir Eóin, 2
le claiḋeaṁ.

3 Ansan, nuair a ċonnaic sé gur ṫaiṫn an gníoṁ san
leis na Iúdaíġ ċeap sé Peadar leis do ġabáil. I
4 laeṫib an aráin gan giosc ab eaḋ é áṁṫaċ. Do ġaib
sé é agus ċuir sé i bpríosún é agus ċuir sé ċeiṫre
ceaṫrair de luċt airm ’ġá ċimeád, ċun go dtabarfaḋ
sé i láṫair an ṗobuil é tar éis na cásga.
5 Ansan bí Peadar sa ṗríosún, fé ċimeád, aċ bí
úrnuiġṫe ag dul suas ċun Dé ar a ṡon, gan stad, ó’n
eaglais go léir.
6 Agus nuair a bí Héród ċun é ṫabairt os cóṁair
ná ndaoine, bí sé an oiḋċe céadna san ’n-a luiġe
idir beirt luċt airm, agus é ceangailte le dá ṡlabra.
agus bí luċt cimeádta lasmuiċ de’n dorus ag cimeád
7 an ṗríosúin. Agus féaċ, do ṡeasaiṁ aingeal ó’n
d-Tiġearna i n-aice leis, agus do las solus sa
tseómra, agus do buail an t-aingeal sa ċliaṫán é
agus ḋúisġ sé é, agus dubairt sé: Eiriġ d’urċar!
8 Agus do ṫuit na slabraí d’á láṁaib. Agus dubairt
an t-aingeal leis: Cuir umat do ċrios agus do bróga
Agus do ḋein. Agus dubairt sé leis: Cuir umat
9 do brat agus lean me. Agus bí sé ’ġá leanṁaint
amaċ, agus ní raib ’ḟios aige gur b’ḟíor gur b’aingeal
a bí ’gá ḋéanaṁ; aċ is aṁlaiḋ a ċeap sé gur b’aisling
10 a bí aige dá ḟeisgint. Agus ċuadar ṫar an gcéad
luċt faire agus ṫar an tarna luċt faire, agus ṫán-
adar ċun an ġeata iarainn, an geata ċun na caṫraċ,
agus d’osgail an geata uaiḋ féin dóib. Ċuadar
amaċ agus ṡiúbluiġeadar aon tsráid aṁáin, agus
ansan d’imṫiġ an t-aingeal go h-obann uaiḋ.
11 Ansan do ṫáinig Peadar ċuige féin agus dubairt
sé: Tá ḟios agam anois go fíor gur b’é an Tiġearna
do ċuir a aingeal ċuġam ’am ḟuasgailt a’ láiṁ
Héróid agus ó gaċ níḋ ’na bfuil an pobul Iúdaċ ag
12 súil leis. Ansan, as a ṁaċtnaṁ, ṫáinig sé ċun tiġe
Ṁáire, máṫair Eóin ar a dtugtí Marcus, agus bí
mórán daoine cruinniġṫe ann agus iad ag déanaṁ
13 úrnuiġṫe. Buail sé cóṁla an doruis. Ṫáinig amaċ,
14 ’ġá ḟreagairt, cailín ’nar b’ainim di Rodé. Agus
d’aiṫin sí guṫ Peadair, agus le méid an áṫais a bí
uirṫi níos osgail sí an dorus aċ do riṫ sí isteaċ agus

d'innis sí go raiḃ Peadar ag an ndorus. Duḃradar- 15
san léi: Ar buile ataoí. Aċ duḃairt sisi gur ḃ'ḟíor
é. Agus duḃradar-san: Isé a aingeal atá ann. Aċ 16
do lean Peadar ag ḃualaḋ. Ansan nuair osgaladar
agus ċonnacadar é ḃí uaṫḃás orṫa. Aċ do ḃagain 17
sé le n-a láiṁ orṫa éisteaċt, agus d'innis sé ḋóiḃ
conus a ṫug Dia amac as an bpríosún é, agus duḃ-
ainc sé: Innis na neiṫe sin do Ṡéamus agus do sna
ḃráiṫriḃ! Agus ċuaid sé amaċ agus d'imṫiġ sé go
h-áit eile.

Nuair a ṫáinig an lá ḃí céimiġrád* nár ḃeag imeasg 18
na saiġdiúirí i dtaoḃ cad a ḃí imiġṫe ar Ṗeadar.
Agus nuair a ḋ'iarr Héróḋ é agus ná raiḃ sé le 19
fáġail ċuir sé ceistiú ar an luċt cimeádta agus
d'órduiġ sé iad do ċur ċun báis, agus d'imṫig sé
síos ó Iúdaea go Caesaréa agus d'ḟan sé ann.

Agus ḃí fearg air ċun muinntire Tuíre agus ċun 20
muinntire Ṡídón. Ṫánadar-san áṁṫaċ, do ṫoil a
ċéile, ag triall air, agus ḋeineadar muinntearṫas le
Blastus, fear seómra an rí, agus d'iarradar sioṫċáin,
toisg a dtír féin a ḃeiṫ d'á ċoṫú ó'n rí. Ansan, lá a 21
ḃí ceapaiṫe ċuige, ḃí Héróḋ 'n-a ṡuiḋe sa tsuiḋe
breiṫe agus éadaċ ríoġḋa uime agus ḋein sé óráid
ḋóiḃ. Agus ḋeireaḋ na daoine, 'ġá ṁolaḋ: Ni 22
guṫana ó ḋuine iad aċ guṫana ó ḋia éigin. Ansan, 23
láiṫreaċ bonn, do ḃuail aingeal an Tiġearna é, toisg
nár ṫug sé an onóir do Ḋia, agus ḋein bró ṗiastaí
ḋé agus iad 'á ḋ'iṫe, agus fuair sé ḃás.

Agus d'ḟás briaṫar an Tiġearna agus do méad-
úiġeaḋ é.

Agus ṫáinig Barnabas agus Saul ṫar n-ais ó Ierú-
salem [1] nuair a ḃí a ḃfriṫálaṁ déanta acu, agus
ṫugadar leó Eóin ar a dtugtí Marcus.

[1] *Supra* xi. 30.
* .i. cur ṫre ċéile

# CAIBIDIOL XIII.

Saul agus Barnabas d'á gcur amaċ ag an Spiorad Naoṁ. Seanmóiniu acu 'á ḋéanaṁ i gCuprus agus i n-Antioċ Ṗisidia.

1 Aċ ḃí sa n-eaglais, a ḃí i n-Antioċ fáiḋí agus teag-
asgóirí, ar a raiḃ Barnabas agus Símón, ar a dtugtí
Símón Duḃ, agus Lúcius an Curénaċ agus Manaċen,
2 cóṁḋalta Héróid an tetrarc, agus Saul. Agus
ḃíodar ag déanaṁ gnóṫa an Tiġearna agus ag déanaṁ
trosgaiḋ agus duḃairt an Spiorad Naoṁ leó:
Deiġliġiḋ ċuġaln Saul agus Barnabas ċun na h-oibre
3 d'á ḃfuiliḋ glacaiṫe agam. Ansan do ḋeineadar
trosgaḋ agus úrnuiġṫe agus ċuireadar a láṁa orṫa-
san agus ċuireadar ċun súḃail iad.
4 Agus fé ṡeólaḋ an Spiorad Naoiṁ ċuadar-san
go Seleúcia, agus as san, ar faraige, go Cuprus
5 Agus nuair a ṫánadar go Salamis ḃíodar ag craoḃ-
sgoile bséiṫir Dé i sinagógaiḃ na n-Iúdaċ.
6 Agus ḃí Eóin acu sa tseisḃís, leis. Agus nuair a ḃí
an t-oileán go léir siúḃalta acu ċóṁ fada le Paṗos,
fuaradar draoi áiriṫe, fáiḋ fallsa, Iúdaċ gur
7 ḃ'ainim dó Bar-Iésus. Agus ḃí sé i ḃfoċair an
ṗróċonsuil, Sergius Paulus, fear ciallṁar. Ċuir
sé sin fios ar Barnabas agus ar Ṡaul mar ba ṁian
8 leis briaṫar Dé do ċloisint. Aċ ḃí Elimas, an
draoi, (óir is mar sin a míniġṫear a ainim) ag cur
'n-a gcoinniḃ, a d'iarraiḋ an próċonsuil d'iompáil ó'n
9 gcreideaṁ. Aċ ḃí Saul, (tá Pól mar ainm air leis), lán
10 de'n Spiorad Naoṁ, agus d'ḟéaċ sé air Agus duḃairt
sé: Ó a ḟir atá lán de gaċ feall agus de gaċ éiṫeaċ,
a ṁic an diaḃail a naṁaid gaċ cirt, ná stadfair de
ṡliġṫiḃ díreaċa an Tiġearna do ċur bun os cionn?
11 Aċ féaċ siné láṁ an Tiġearna anois ort, agus beiḋ
tú ad ḋall, agus ní ḟeicfis an ġrian, go ceann tamaill.
Agus le n-a linn sin do ṫuit sgamall air agus doir-
ċeaċt, agus ḃí sé ag cuardaċ 'n-a ṫímpall féaċaint
12 an ḃfaġaḋ sé duine ṫaḃarfaḋ a láṁ dó. Ansan
nuair a ċonnaic an próċonsul an níḋ sin do ḋein sé
iongna de ṫeagasg an Tiġearna agus do ċreid sé.

Agus ċuaiḋ Pól agus a ṁuinntir, an luing, ó Ṗaṗos 13
go Pergé i bPampilia. [1] Aċ d'imṫig Eóin uaṫa
agus d'ḟill sé go Ierúsalem. Aċ do ċuaiḋ an ċuid 14
eile ar aġaiḋ tré Ṗergé agus ṫánadar go h-Antioċ
i bPisidia agus ċuadar isteaċ sa tsinagóig lá na
sabbóide agus ṡuiḋeadar ann. Agus nuair a ḃí 15
léiġeaḋ na dlíġe agus na bfáiḋ déanta ċuir uaċtaráin
na sinagóige teaċtaireaċt ċúca 'ġá ráḋ: A ḟeara,
a ḃráiṫre, má tá agaiḃ aon ċainnt ṫeagaisg do'n ṗobul
abraiḋ í.

Ansan d'eiriġ Pól agus ḃagair sé ciúnas le n-a 16
láiṁ agus duḃairt sé:

A ḟeara de ṡlioċt Israéil, agus siḃse go bfuil
eagla Dé oraiḃ éistiḋ liom! Do ṫoiġ Dia an tsleaċta 17
so Israéil ár n-aiṫreaċa agus d'árduiġ sé an pobul
nuair a ḃíodar 'n-a gcóṁnuiġe [2] i dtalaṁ na
h-Éigipte agus ṫug se amaċ as an áit sin iad le [3] láim
ċóṁaċtaċ. [4] Agus ċuir sé suas le n-a mbéasaiḃ ar feaḋ 18
daċaḋ blian sa bfásaċ. Agus d'íoiġ sé seaċt gcineaċa 19
i dtalaṁ Ċanaan agus [5] do rainn sé orṫa-san a gcuid
tailiṁ á ċur ar ċrannaiḃ. [6] Agus 'n-a ḋiaiḋ san, 20
tímpall ċeiṫre ċéad agus caogad blian, ṫug sé
breiṫeaṁain dóiḃ, go dtí Samuél fáiḋ. Ansan 21
[7] d'iarradar rí agus ṫug Dia ḋóiḃ Saul mac Ċis,
fear de ṫreiḃ Ḃeniamin, ar feaḋ daċaḋ blian.
[8] Ansan do ċuir sé an fear san i leiṫ taoiḃ agus ṫóg 22
sé suas ċúca Dáiḃid 'n-a rí, agus ṫug sé teistiméir-
eaċt air nuair a duḃairt sé: [9] Tá Dáiḃid mac
Iesse fáġalta agam, fear do réir mo ċroiḋe féin,
fear a ċóṁlíonfaiḋ gaċ níḋ is toil liom. A' síol 23
an ḟir sin, [10] do réir na geallaṁna, tá Slánuiġṫeóir
taḃarṫa ag Dia d'Israél, 'sé sin Íosa. [11] Agus roime 24
n-a ṫeaċt san do ċraoḃsgaoil Eóin baiste ċun aiṫ-
ríġe do ṗobul Israéil go léir. Agus nuair a ḃi Eóin 25
ag cóṁlíonaḋ a ċuarda duḃairt sé: [12] Ni mise an t-é

[1] A.D. 42. [2] Exod. i. 1. [3] Exod. xiii. 21 agus 22.
[4] Exod. xvi. 3. [5] Iosue xiv. 2. [6] Breiṫ. iii. 9.
[7] 1 Ríġ. viii. 5. [8] 1 Ríġ. xiii. 14 agus xvi. 3. [9] Salm. lxxxviii. 21.
[10] Isaias xi. 1. [11] Maiṫ. iii. 1; Marc. i. 4; Lúc. iii. 3.
[12] Maiṫ. iii. 11; Marc. i. 7; Eóin i. 27.

is dóiġ liḃ is mé, aċ féaċ tá ag teaċt am ḋiaiḋ an
t-é naċ fiú me bróga a ċos do sgaoile.
26 A ḟeara, a ḃráiṫre, a ṡlioċt sleaċta Ábrahaim,
agus an méid agaiḃ ar a ḃfuil eagla Dé, is ag triall
oraiḃse do cuireaḋ briaṫar an tslánuiġṫe seo! Óir
níor aiṫin muinntir Ierúsalem é, agus níor aiṫin uaisle
Ierúsalem é, ná guṫana na ḃfáiḋ, bíoḋ go léiġtear
iad gaċ sabbóid, agus ṫugadar breiṫ air agus cóṁ-
28 líonadar guṫana na ḃfáiḋ. Agus bíoḋ ná fuaradar
aon ċoir ann [1] d'iarradar ar Pílát go leogfí dóiḃ
29 é ċur ċun báis. Agus nuair a ḃí gaċ níḋ d'á raiḃ
sgríoḃṫa 'n-a ṫaoḃ cóṁlíonta acu ṫógadar anuas
30 de'n adṁad é agus ċuireadar i leaċt é. [2] Aċ do
ṫóg Dia ós na mairḃ é an treas lá, agus ḃí sé d'á
31 ḟeiscint ar fead mórán laeṫanta ag an muinntir a
ṫáinig le n-a ċois ó Ġaililí go Ierúsalem, agus atá
32 go dtí anois 'n-a ḃfínniṫe dó i láṫair daoine. Agus
táimíd 'á ċur i n-iúil daoiḃre cad í an ġeallaṁaint
33 a tugaḋ d'ár n-aiṫreaċaiḃ, Asus conus mar atá an
ġeallaṁaint sin cóṁlíonta ag Dia d'ár slioċt, mar
gur aiṫbeóḋaiġ sé Íosa, do réir mar atá sgríoḃṫa sa
tarna sailm: [3] Is tusa mo ṁac, do ġeineas-sa ṫu an
34 lá so. Aċ i dtaoḃ a ṫógáilt ós na mairḃ gan casaḋ
aige airís ar ċlaoċlóḃ, duḃairt sé mar seo: [4] Taḃar-
faḋ daoiḃ na neiṫe naoṁṫa dílse is le Dáiḃid.
35 Agus is uime sin a deir sé i n-áit eile mar an gcéadna:
[5] Ní ċeadóċair do t' Aon Naoṁṫa claoċlóḋ a
36 ḋ'ḟeiscint." Óir, nuair a ḃí a ġnó déanta ag Dáiḃid,
do réir ṫoile Dé, 'n-a ġeinealaċ féin, do [6] ċodail sé
agus do cuireaḋ i dteannta a aiṫreaċa é, agus
37 ċonnaic sé claoċlóḋ. Aċ an t-é a ṫóg Dia ós na
mairḃ ní feacaiḋ sé claoċlóḋ.
38 Bíoḋ a fios agaiḃ, dá ḃríġ sin, a ḟeara a ḃráiṫre,
gur tríd sin a fógartar daoiḃre maiṫeaṁnaċas
peacaí, agus (fuasgailt) ós na neiṫe ná féadfaḋ
39 fíoraontaċt a ṫaḃairt daoiḃ i ndliġe Ṁaoise. Sa

[1] Mait. xxvii. 20 agus 23; Marc. xv. 13; Luc. xxiii. 21 agus 23; Eóin xix. 15.
[2] Mait. xxviii.; Marc. xvi.; Lúc. xxiv.; Eóin xx.
[3] Salm. ii. 7. [4] Isáias lv. 3. [5] Salm. xv. 10. [6] 3 Ríġ. ii. 10.

duine seo ġeibeann gaċ aoinne, a ċreideann, fíor-
aontaċt. Seaċnaiḋ, d'á ḃríġ sin, san a' dtiocfaḋ 40
oraiḃ an rud adeirtear ins na fáiḋiḃ: [1] Féaċaiḋ, a 41
luċt an neaṁṡuime, agus deiniḋ iongna, agus éagaiḋ,
óir tá obair agamsa d'á oibriú i nḃúr laeṫiḃre, obair
ná creidfiḋ siḃse, má ínnseann aoinne ḋaoiḃ é.

Agus nuair a ḃíodar ag imṫeaċt amaċ d'iarradar 42
orṫa an ċainnt sin do labairt leó sa tsabbóid a ḃí
ċugainn. Agus nuair a dísgaoileaḋ an tsinagóg, 43
do lean a lán de sna Iúdaíġ, agus de sna daoine
iasaċta ḃí diaḋa, Pól agus Barnabas, agus do
ċaḃruiġeadar-san leó agus ċómairliġeadar dóiḃ
leanṁaint i ngnásta Dé.

An tsabbóid a ḃí ċugainn ṫáinig an ċaṫair go léir, 44
náċ mór, ċun éisteaċt le briaṫar Dé. Ansan nuair 45
a ċonnaic na Iúdaíġ na sluaiġte do líonadar d'ḟor-
maḋ agus ḃiodar ag bréagnú na cainnte a deireaḋ
Pól, go diaṁasluiġṫeaċ. Ansan duḃairt Pól agus 46
Barnabas, go dána: is liḃse nár ḃfoláir dúinn briaṫar
Dé do labairt an dtúis ; aċ ó ḋiúltuiġeann siḃ dó,
agus nác fiú siḃ, do réir ḃúr mbreiṫe féin, beaṫa
ṡioruiḋe ḋ'ḟáġail, ṫáimídne, féac, ag iompáil ċun na
ngeinte. Óir seo mar a d'órduiġ an Tiġearna 47
ḋúinn: [2] Ċuireas tu mar solus do sna geintiḃ,
ionus go mbeiṫeá ad áḋḃar slánuiġṫe go dtí imeall
an doṁain. Nuair airiġ na geinte an níḋ sin ḃí 48
áṫas orṫa agus ḃíodar ag tabairt glóire do ḃriaṫar
Dé, agus do ċreid an méid acu a ḃí roiṁ-órḋuiġṫe
ċun na ḃeaṫa síoruiḋe.

Agus do leaṫaḋ briaṫar an Tiġearna tríd an 49
nDúṫaiġ go léir. Aċ do ṡéid na Iúdaíġ fé sna mnáiḃ 50
diaḋa onóraċa agus fé uaisiḃ na caṫaraċ agus ṁús-
gladar géareanṁaint ar Ṗól agus ar Ḃarnabas
agus ċomáineadar as an dtír iad. [3] Agus ḋein- 51
eadar-san ceó a gcos do ċroṫaḋ 'n-a gcoinniḃ agus
ṫánadar go h-Iconium. Agus do líonaḋ na deis- 52
giobuil le sólás agus leis an Spioraid Naoṁ.

[1] Habac. i. 5. [2] Isálas xlix. 6.
[3] Mait. x. 14; Marc. vi. 11; Lúc. v. 9.

# CAIBIDIOL XIV.

Pól agus Barnabas ag seanmóiniú i n Icónium agus i Listra. Cláiríneaċ 'á leiġeas. Daoine ġá ṁeas gur déiṫe iad. Gaḃṫar do ċloċaiḃ ar Pól. Deinid siad seanmóiniú i nDerḃé agus i bPergé.

1 Agus do ṫuit amaċ i n-Icónium go ndeaġadar
isteaċ i n-aonḟeaċt i sinagóig na nIúdaċ agus gur
ḋeineadar cainnt, i dtreó gur ċreid sluaġ líonṁar
2 de sna Iúdaíġ agus de sna Gréagaiġ. Aċ na Iúdaíġ
a ḃí díċreideaṁaċ, do ġríosadar agus do ṡéid-
eadar suas ċun feirge aigne na ngeinte i gcoinniḃ
3 na mbráiṫre. Aċ d'ḟanadar mórán aimsire ann
ag obair, agus a mainġín as an dTiġearna, agus é ag
déanaṁ fiaḋnaise ar ḃriaṫar a ġrásta, ag cur mírḃ-
4 úiltí uaṫḃásaċa d'á ndéanaṁ le n-a láṁaiḃ. Ḃí
muinntir na caṫaraċ deiġilte, áṁṫaċ, cuid acu ag
gaḃáil leis na Iúdaíġ agus cuid acu ag gaḃáil leis
5 na h-Aspuil. Agus d'eiriġ fuagar fé sna geintiḃ
agus fé sna Iúdaíġ, agus fé sna h-uaċtaráin, ċun
6 iad do ṫarcuisniú agus gaḃáil do ċloċaiḃ orṫa, Agus
ṫuigeadar (an níḋ sin) agus do ṫeiṫeadar go Listra
agus go Derbé, ḋá ċaṫair i Licaónia, agus go dtí
an tír go léir mór-ṫímpall, agus ḃíodar ag craoḃ-
sgaoile an tSoisgóil sa n-áit sin.
7 Agus ḃí duine i Listra, n-a ṡuíḋe, agus é ġan lúṫ
a ċos ó ḟaġ sé bruinn a ṁáṫar, agus níor ṡiúḃluiġ
8 sé riaṁ. D'airiġ an duine sin Pól ag cainnt. Agus
d'ḟéaċ Pól air agus ċonnaic sé go raiḃ aige creideaṁ
9 ċun a slánuiġṫe, Agus duḃairt sé do ġuṫ árd: Eiriġ
ad ṡeasaṁ ar do ċosaiḃ! Agus do léim sé 'n-a ṡeasaṁ
agus ṡiúḃluiġ sé.
10 Agus nuair a ċonnaic na daoine cad a ḃí déanta
ag Pól d'árduġeadar a nglór agus duḃradar, as
Licaóinis: Táid na déiṫe, i riocṫaiḃ daoine, tagaiṫe
11 anuas ċúgainn. Agus ṫugadar Iúpiter ar Barnabas
agus Mercurí ar Pól mar is aige ḃí buaḋ cainnte.
12 Agus ḃí sagart le Iúpiter lasmuiċ de'n ċaṫair agus
ṫug sé leis tairḃ agus coróinneaċa, ar aġaiḋ an
ġeata, ċun go ndéanfaḋ sé féin agus na daoine

íḋbirt. Nuair a ḋ'airiġ na h-Aspull, Pól agus 13
Barnabas, an níḋ sin do raobadar a gcuid éadaiġ
agus do léimeadar amaċ imeasg na ndaoine agus
do liúġadar: A ḋaoine, cad ab áil liḃ 'á ḋéanaṁ san? 14
Daoine a ġeoḃaiḋ bás, mar siḃ féin, iseaḋ sinne,
agus táimíd 'ġá iarraiḋ oraiḃ iompáil ó sna neiṫiḃ
baoṫa sin ar Ḋia atá beó, [1] ó isé ċruṫuiġ neaṁ agus
talaṁ agus muir agus gaċ a ḃfuil ionta. Ins na 15
h-aimsiriḃ atá imiġṫe do leog sé do sna geintiḃ go
léir gluaiseaċt as a sliġtiḃ féin. Aċ fós níor ḟág 16
sé é féin gan cur i n-úil dóiḃ, óir ṫugaḋ sé taḃar-
ṫaisí ó neaṁ uaiḋ, fearṫainn agus trátana torṫaṁla,
agus do lionaḋ sé ár gcroiḋe le bia agus le h-áṫas.
Agus bíoḋ gus laḃradar mar sin is ar éigin ḟéadadar 17
na daoine do ċosg ar íḋbirt a ḋéanaṁ ċúċa.

Ansan, áṁṫaċ, ṫáinig raint Iúdaċ agus do ṁeall- 18
adar na daoine agus ġaḃadar do ċloċaiḃ i bPól
agus ṫarraigeadar amaċ as an gcaṫair é mar ṁeasadar
go raiḃ sé marḃ. Aċ ḃí na deisgiobuil 'n-a ṫímpall 19
agus d'eiriġ sé agus ṫáinig sé isteaċ sa ċaṫair, agus
amáireaċ a ḃí ċuġainn d'imṫiġ sé féin agus Barnabas
so Derḃé.

Agus ḋeineadar craoḃsgaoile sa ċaṫair sin agus 20
ṫugadar teagasg d'á lán, agus ansan d'ḟilleadar
go Listra agus go h-Icónium agus go h-Antioċ, Ag 21
neartú aigne na ndeisgiobul agus 'á gcóṁairiú ċun
ḃeiṫ seasaṁaċ sa ċreideaṁ, mar gur le mórán a
ḋ'ḟulag naċ fuláis dúinn dul isteaċ i ríġeaċt Ḋé.
Agus do ċuireadar sagairt fé ġráḋalḃ dóiḃ ins gaċ 22
eaglais, agus ḋeineadar úrnuiġṫe agus trosgaḋ,
agus ansan ṫugadar suas do'n Ṫiġearna iad, óir do
ċreideadar ann. Agus d'imṫiġeadar treasna na 23
Pisidia agus ṫánadar go dtí Pamṗilia, Agus do 24
laḃradar briaṫar an Tiġearna i bPergé agus ċuadar
síos go h-Attalía,

[2] Agus ċuadar as san go h-Antioċ, ar luing, an 25
áit as an tugaḋ suas iad do ġrásta Ḋé ċun na h-oibre

[1] *Sup* a xiii. 1. [2] Gen. i. 1; Salm. cxlv. 6; Apoc. xlv. 7.

26 a bí críoċnuiġṫe acu. Agus nuair a ṫánadar ann
ċruinniġeadar an eaglais agus d'innseadar na neiṫe
móra a ḋein Dia tríoṫa, agus conus mar a ḋ'osgail
27 sé dorus an ċreidiṁ do sna geintib. Agus d'ḟana-
dar aimsir nár ġearr i bfoċair na ndeisgiobul.

## Caibidiol XV.

Aiġneas i dtaob tímpallġearraḋ. Cinneaḋ cóṁairle Ierúsaleim agus a leitir.

1 Agus ṫáinig daoine áiriṫe anuas ó Iúdaéa agus
bíodar ag teagasg na mbráiṫre: Mura ndéanfar
tímpallġearraḋ oraib (ar siad) do réir dlíġe
2 Ṁaoise ní féidir búr slánú. Cuir Pól agus Bar-
nabas 'na gcoinnib agus ní go lag é. Ansan do
ṡocaruiġeadar ar Pól agus Barnabas, agus raint
daoine ó'n dtaob eile, do ḋul go dtí na h-Aspuil
agus na sagairt a bí i n-Ierúsalem, i dtaob an sgéil.
3 Ansan do ċuir an eaglais ċun siubail iad san agus
ṫánadar tré Ṗoenicé agus tré Ṡamaría agus iad
'gá innsint conus mar a bí na geinte ag iompáil,
agus ċuireadar áṫas mór ar na bráiṫrib go léir.

4 Agus nuair a ṫánadar go Ierúsalem bí fáilte
rómpa ag au eaglais agus ag na h-Aspuil agus ag
na seanóiríb, agus iad 'gá innsint cad iad na neiṫe
5 móra a bí déanta ag Dia tríoṫa. Aċ d'eiriġ cuid
d'aicme na bFairisíneaċ, a bí tar éis an ċreidiṁ a
ġlacaḋ, agus dubradar: Ní fuláir tímpallġearraḋ
do ḋéanaṁ orṫa agus a ċur ḟiaċaib orṫa dlíġ Ṁaoise
cimeáḋ.

6 Ansan do ṫáinig na h-Aspuil agus na seanóirí i
7 gceann a ċéile ċun an sgéil sin a breiṫniú. Do
deineaḋ mórán aiġnis. Ansan d'eiriġ Peadar agus
dubairt sé leo: [1] A ḟeara, a bráiṫre, is eól daoib
conus mar a ḋein Dia toġaḋ eadrainn fadó gur as
mo béal-sa do ċloisfeaḋ na geinte briaṫan an

[1] *Supra* x. 20.

tSoisgéil agus do ġlacfaidís an creideaṁ. Agus 8
Dia a ċíonn an croiḋe , ṫug sé fiaḋnaise 'na
ḃfáḃar, mar [1] do ṫug sé an Spiorad naoṁ dóiḃ fé
mar a ṫug se ḋúinne é. Agus nior ḋein fé aon 9
deifríġeaċt idir sinne agus iadsan, mar do ġlan sé
a gcroiḋe leis an gcreideaṁ. Cad ċuige ḋaoiḃ, 10
d'á ḃríġ sin, ḃeiṫ ag taṫant ar Ḋia go gcuirfeaḋ sé
ar ṁuinéalaiḃ na ndeisgiobul cuing nár ḟéad ár
n-aiṫreaċa ná sinne a ḋ'iompar? Aċ creidimíd 11
go saorfar sinne, agus iadsan mar an gcéadna, tré
ġrásta ár dTiġearna Íosa Críost.

Ansan d'ḟan na daoine go léir ciúin agus ḃíodar 12
ag éisteaċt le Pól agus le Barnabas 'ġá innsint
cad iad na mírḃúiltí uaṫḃasaċa a ḃí déanta ag Dia
tríoṫa féin imeasg na ngeinte.

Agus nuair éisteadar d'ḟreagair Séamus agus 13
duḃairt sé: a ḟeara, a ḃráiṫre, éistiḋ liom. Tá 14
innste ag Símón conus mar a d'ḟéaċ Dia ar dtúis
ar na geintiḃ ċun go dtógfaḋ sé asta pobul d'á
ainim féin. Agus tá cainnt na ḃfáiḋ ag teaċt isteaċ 15
leis sin, do réir mar atá sgríoḃṫa: [2] Tar éis na 16
neiṫ sin fillfead agus cuirfead suas airís an taber-
nacul so Ḋáiḃid atá ar lár, agus deiseóċad a ḃfuil
briste ḋe, agus cuirfead 'n-a ṡeasaṁ airís é, I dtreó 17
go loirgeóċaid an ċuid eile de sna daoine an
Tiġearna, agus na geinte go léir, 'na ḃfuil m'ainim
dá ġlaoḋaċ os a gcionn, adeir an Tiġearna agus na
neiṫe sin aige 'á déanaṁ. Tá fios a oibre féin 18
ag an dTiġearna ó ċusaċ an tsaoġail. Dá ḃríġ sin 19
isé mo ḃreiteaṁantas-sa, gan buaireaṁ a ċur ar na
daoine atá iompuiġṫe ċun Dé as na geintiḃ, Ac 20
Rsgríoḃaḋ ċúċa, iad féin a ṡeaċaint ar ṫruailliú íoṁ-
áġṫaċ, agus ar ḋrúis, agus ar ḟeóil ṫaċtaiṫe,
agus ar ḟuil. Óir tá ag Maois, ó'n sean-aimsir, 21
i ngaċ caṫair, daoine ċun é ḋ'ḟógairt ins na sinagóg-
aiḃ, [3] mar a léigtear é gaċ sabbóid.

Ansan do ṡocaruiġ na h-Aspuil agus na seanóiri 22
agus an eaglais go léir ais go gcurfí go h-Antioċ,
i n-aonḟeaċt le Pól agus le Barnabas, Iúdás ar a

[1] *Supra* x 45 [2] Amos ix. 11. [3] *Supra* xiii. 27.

dtugcí Barnabas, agus Sílas, fir ṫosaiġ imeasg na
23 mbráiṫre, Agus go gcurfi an sgríḃinn seo ar a
láṁaiḃ:

Ó sna h-Aspuil, agus ó sna seanóirí, na
bráiṫre, ċun na mbráṫar ngeinteaċ atá i n-Antioċ
agus i Siria agus i gCilicia, ag beannúġaḋ ḋóiḃ.
24 Toisg gur airíġeamair go nḋeaġaiḋ daoine
amaċ uainne agus gur ċuireadar buaireaṁ
oraiḃse, ag suaṫaḋ ḃur n-aigne le neiṫiḃ nár
25 órduiġeamairne, Do ṫánamair i ḃfoċair a ċéile
agus do socaruíġeamair ar ḟearaiḃ do ṫoġa
agus do ċur ċúġaiḃ i n-aonḟeaċt le n-ár gcáir-
26 diḃ ionṁuine Barnabas agus Pól, Fir a ṫug a
n-anam ar son ainime ár dTiġearna Íosa Críost.
27 Cá curṫa uainn againn, d'á ḃríġ sin, Iúdás agus
Sílas agus neosfaid siad san daoiḃ ó ḃéal, na
28 neiṫe céadna. Is toil leis an Spioraid Naoṁ
agus linne gan a ṫuille ualaiġ do ċur oraiḃse
29 aċ an méid seo atá riaċtanaċ .i., Ná h-íosfaid siḃ
neiṫe do h-íḋbreaḋ d'íoṁáġṫiḃ, ná fuil, ná
feóil a taċtaḋ, agus go staonfaid siḃ ó ḋrúis.
Má ḋéineann siḃ an méid sin beiḋ an sgéal go
maiṫ agaiḃ. Slán liḃ."*

30 Ansan do cuireaḋ iad-san ċun siuḃail agus ċuadar
síos go hAntioċ, agus ċruinníġeadar an pobul agus
31 ṫugadar uaṫa an sgríḃinn, Agus nuair a léiġeaḋ
32 é ḃí áṫas orṫa mar ġeall ar an sólás. Aċ fáiḋí
ab eaḋ Iúdás agus Sílas féin agus deineadar mórán
cainnte leis na bráiṫriḃ agus ṫugadar mórán sólás
33 ḋóiḃ agus mórán misniġ. Ansan d'ḟanadar ann
rainnt aimsire agus 'n-a ḋiaiḋ san do ċuir na bráiṫre
ċun siuḃail iad go síoṫaċ ag triall ar an muinntir

*Ver. 29. "ná fuil, na feóil a taġtaḋ." Neiṫe iad san a ḃí neaṁḋíoḃálaċ ionta féin aċ -do coisgeaḋ an uair sin iad i dtreó gur ḃ'usaide na Iúdaíġ do ṁeallaḋ ċun cómluadair leis na geintiḃ agus taṫaiġe ṫaḃairt do sna geintiḃ ar ḃeiṫ freagarṫaċ. Níor lean an cosg aċ tamall, áṁṫaċ, agus táisé imiġṫe le fada riaṁ, go mór mór a h-eagailsiḃ an taoíḃ ṫias de'n Eúróip.

á ċuir uaṫa iad. Aċ do ṡocaruiġ Sílas ar ḟanṁaint 34
ann agus ċuaiḋ Iúdás i n'aonar ṫar n-air go Ierú-
salem.

Agus d'ḟan Pól agus Barnabas i n-Antioċ, ag 35
teagasg agus ag craoḃsgaoile bréiṫir an Tiġearna,
mar aon le mórán eile daoine. Ansan, tar éis rainnt 36
laeṫanta duḃairt Pól le Barnabas: Iompuiġmís
agus tugaimís cuaird ar na bráiṫriḃ, tré sna caṫ-
raċaiḃ go léir ionas ċraoḃsgaoileamair briaṫar
an Tiġearna, féaċaint conas atá an sgéal acu. Aċ 37
ba ṁian le Barnabas Eóin, ar a dtugtí Marcus, do
ḃreiṫ leis. Duḃairt Pól, áṁṫaċ, nár ċeart dóiḃ an 38
duine sin a ġlacaḋ, (mar gur imṫiġ sé uaṫa i bPam-
ṗilia [1] agus nár ċuaiḋ sé sa n-obair leó). Agus ḃí 39
easaontaċt ann i dtreó gur sgaradar le n-a céile,
agus ċuaiḋ Barnabas ar luing go Cuprus agus do
rug sé Marcus leis.

Agus do rug Pól Sílas leis agus ġluais sé ċun 40
siúḃail, agus ċuir na braiṫre fé ċomairċe ġrásta
Dé é. Agus ṡiúḃluiġ sé Siria agus Cilicia, ag ċur 41
misniġ ar na h-eagailsíḃ, agus 'ġá ráḋ leó aiṫeanta
na h-Aspol agus na seanóirí do ċimeáḋ.

# Caibidiol XVI.

Tugann Pól cuaird na n-eagailsí. Glaoḋtar é ċun sean-
móiniġṫe i Macedonia. Sgiúrsáltar é i bPhilippí.

Agus ṫainig sé go dtí Derbé agus go dti Listra. 1
agus féaċ, ḃí sa n-áit sin deisgiobul dár ḃ' ainim
Tímoteus, mac do ṁnaoi Iúdaċ n-a raiḃ an creideaṁ
aici, agus d'aṫair ġeinteaċ. Ṫug na bráiṫre a ḃí 2
i Listra agus i n-Iconium teistiméireaċt ṁaiṫ ar an
bḟear san. Ba ṁian le Pól an fear san do ḋul leis 3
féin, agus ḋein sé tímpallġearraḋ air mar ġeall ar
na Iúdaíġ a ḃí ins na h-áiteanaiḃ sin. Óir doḃ eól
dóiḃ go léir gur ġeinteaċ a aṫair. Agus ag gaḃáil 4

[1] *Supra* xiii. 13.

tré sna caṫaraċaiḃ dóiḃ ṫugádar do sna daoine le
timeád na reaċta a dí déanta ag na h-Aspuil agus
5 ag na seanóirí a ḃí i n-Ierúsalem.  Agus mar sin ḃí
na h-eagailsí d'á ndainsiniú sa ċreideaṁ agus ag
dul i líonṁaire lá

6 Agus nuair a ḃíodar ag gaḃáil tré ċríċ Ṗrigia agus
Ġalatia do ċosg an Spiorad Naoṁ iad ar ḃriaṫar Dé
7 do labairt i n-Asia.  Agus nuair a ṫánadar isteaċ
i Misia ċuireadar ċun dul isteaċ i mBitinia aċ níor
8 leos Spiorad Íosa ḋóiḃ dul ann.  Aċ tar éis gaḃáil
tré Ṁisia ċuadar síos go Tróas.

9 agus do taisbeánaḋ aisling do Pól sa n-oiḋċe;
fear ó Ṁacedonia n-a ṡeasaṁ, agus é 'ġá ġuiḋe,
agus deireaḋ sé: Tar anall go Macedonia agus cabruiġ
10 linne.  Agus nuair a ċonnaic sé an aisling do ċea-
pamair láiṫreaċ dul go Macedonia mar ḃíomair
deiṁniġṫeaċ go raiḃ glaoiḋte ag Dia orainn ċun
craobsgaoile ḋéanaṁ dóiḃ.

11 Ċuamair an lumg, ceann ar aġaiḋ ó Ṫróas go
dtánamair go Samotrácé, agus go Neápolis an
12 lá 'n-a ḋiaiḋ san,  Agus as san go Ṗilippi, príom-
ċaṫair sa ċuid sin de Ṁacedonia agus caṫair daoine
iasaċta.  Ṫugamair rainnt laeṫanta sa ċaṫair sin,
i gcóṁairle.

13 Agus lá na sabbóide ċuamair amaċ an geata
i n-aice aḃan, mar ar saṁluiġeaḋ úrnuiġṫe beiṫ ar
siúḃal, agus do ṡuiḋeamair ann agus ḃíomair ag
14 cainnt le mnáiḃ a ḃí cruinniġṫe ann.  Agus ḃí bean
acu agus Lídia ab ainim di agus ḃíod sí ag díol pur-
puir i gcaṫair na dtiaṫírénaċ, agus bean diaḋa
ab eaḋ í.  D'airig sí an ċainnt agus d'osgail an
Tiġearna a croiḋe ċun go n-éistfeaḋ sí le n-a raiḃ ag
15 Pól d'á rád,  Agus do baisteaḋ í féin agus a teaġ-
laċ, agus ansan d'iarr sí níd: Má 'sé ḃur meas (ar
sise) go ḃfuilimse dílis do'n Tiġearna tagaiḋ isteaċ
am ṫiġ agus fanaid ann.  Agus ċuir sí ḟiaċaiḃ orainn
dul.

16 agus do ṫárla, agus sinn ag dul ċun úrnuiġṫe,
go dtáinig ar an sliġe róṁainn cailín n-a raiḃ spior-

aid pútónaċ* inti. Agus do ġeiḃeaḋ sí mórán
saiḋḃris do'n ṁuinntir go mba leó í, ag taḃairt feasa
uaiṫi. Agus do lean sí Pól agus sinne, agus í ag 17
liúiriġ agus deireaḋ sí: Seirḃísiġ do'n Árd-Ḋia
iseaḋ na fir sin, agus táid siad ag innsint sliġe ḃúr
slánuiġṫe ḋaoiḃ. Ḃí sí 'ġá ḋéanaṁ san ar feaḋ 18
mórán laeṫanta. Do ġoill san an Pól agus d'iom-
puiġ sé agus duḃairt sé leis an spiorad: Deirim
leat, i n-ainim Íosa Críost, imṫeaċt amaċ aisti.
Agus d'imṫiġ, an uair ċéadna.

Ansan, nuair a ċonnaic an ṁuinntin go mba leó 19
í go raiḃ deire le n-a súil leis an saiḋḃreas , do ruga-
dar ar Pól agus ar Sílas agus do ṫugadar leó iad
go h-áit an ṁargaiḋ, i láṫair na n-uaċtarán. Agus 20
ċuireadar i láṫain na ngiúistísí iad agus duḃradar:
Iúdaíġ iseaḋ na daoine seo, agus táid siad ag cur
na caṫaraċ tré na ċéile orainn. Agus tá nós acu 21
dá leggasg náċ dlegġlaċ dúinne a ġlacaḋ, mar is
Róṁánaiġ sinn. Agus do ċruinniġ an pobul 'n-a 22
gcoinniḃ, agus do stracaḋ a gcuid éadaiġ, agus
d'órduiġ 1 na giúistísí gaḃáil de slataiḃ orṫa. Agus 23
do buaileaḋ mórán buillí orṫa agus ansan do cuir-
ead i bpríosún iad, agus duḃraḋ le fear an ṗríosúin
iad a ċimeád go maiṫ. Agus nuair a fuair sé sin 24
an t-órdú san do ċuir sé sa ċarcair ba ṡia isteaċ
iad agus a gcosa daingean i gceap aḋmaid.

I lár na h-oiḋċe, áṁṫaċ, ḃí Pól agus Sílas ag 25
déanaṁ úrnuiġṫe agus ag molaḋ Dé, agus ḃí na
príosúnaiġ ag éisteaċt leó. Agus go h-obann do 26
ṫáinig luasgaḋ talṁan i dtreó go raiḃ fallaí an
ṗríosúin d'á suaṫaḋ go bun. Ansan, siúd na geataí
go léir ar osgailt agus na ceangalaċa sgaoilte de
sna priosúnaiġ go léir. Do dúisiġ fear cimeádta 27
an ṗríosúin as a ċodla agus nuair a ċonnaic sé dóirse
an ṗríosúin ar osgailt ċeap sé go raiḃ na príosúnaiġ
imiġṫe agus ṫarraig sé a ċlaiḋeam as a ṫruail ċun
é féin a ṁarḃaḋ. Do liúiġ Pól air, áṁṫaċ, do ġuṫ 28

[1] 2 Cor. xi. 25; Phil. i. 13; 1 Tess. ii. 2.
* .i. spiorad feasa agus fáistine, mar ḋ'eaḋ.

The second footnote looks wrong: this is my best guess: Is it the asterisc reference?

árd agus duḃairt sé: Ná dein aon díoḃáil duit ḟéin;
29 táimíd go léir anso. D'iarr sé solus agus ċuaiḋ
sé isteaċ agus ċaiṫ sé é féin ag cosaiḃ Ṗóil agus
30 Ṡílais. Agus ṫug sé leis amaċ iad agus dúḃairt sé:
A Ṫiġearnaí, cad 'tá le déanaṁ agam ionus go
31 saorfí me? Agus duḃradar-san: Creid sa Tiġearna
Íosa agus beiḋ tú slán, tu féin agus do ṫeaġlaċ.
32 Agus do laḃradar briaṫar an Tiġearna leis féin
33 agus le n-a raiḃ 'n-a ṫeaġlaċ. Agus ṫóg sé iad an
tráṫ céadna de'n oiḋċe agus do níġ sé a gcneaḋaċa,
agus do baisteaḋ é féin agus a ṫeaġlaċ láiṫreaċ.
34 agus ṫug sé isteaċ 'n-a ṫiġ féin iad agus ċuir sé
na suiḋe ċun búird iad, agus ḃí gáirdeaċas air féin
agus an a ṫeaġlaċ agus a gcreideaṁ i nDia.
35 Agus nuair a ṫáinig an lá ċuir na giúistísí oificeaċa,
36 'ġá rád: Sgaoiliḋ uaiḃ na fir sin. D'innis fear cim-
eádta an ṗríosúin an ċainnt sin do Ṗól: Ċuir na giúis-
tísí órdú siḃ do sgaoile ċun siúḃail; anois, dá
37 ḃríġ sin téiġiḋ amaċ agus imṫiġiḋ i síoṫċáin. Duḃairt
Pól leó, áṁṫaċ: Is fir Rómánaċa* sinn. Do sgiúr-
sálaḋ sinn os cóṁair an ṗobuil, gan breiṫ taḃarṫa
orainn, agus do cuireaḋ i bpríosún sinn. An maiṫ
leó anois sinn do ḋíbirt uaṫa a gan fios? Ní beiḋ
38 san mar sin. Tagaidís anso, Agus cuiridís féin
amaċ sinn. D'innis na h-oificeaċa do sna giúistísiḃ
an ċainnt sin. Ṫáinig sgannra orṫa nuair airíġdar
39 gur ḃ' ḟeara Róṁánaċa iad. Ṫánadar agus d'iarra-
dar maiṫeaṁnaċas orṫa, agus do rugadar amaċ iad
40 agus d'iarradar orṫa imṫeaċt as an gcaṫair. Aċ
nuair a ċuadar-san amaċ as an dpríosún ċuadar
isteaċ i dtiġ Lídia, agus ċonnacadar na bráiṫre
agus ċuireadar sólás orṫa. Ansan do ġluaiseadar
ċun siúḃail.

* Ḃrise dliġe ad eaḋ fear Róṁanaċ do sgiúrsáil.

# Caibidiol XVII.

Seanmóiniú Ṗóil do sna Tessalónaiġ agus do sna Bereánaiġ. A ċainnt leis na h-Aténaċaiḃ.

Ansan do ṡiúḃluíġdar Amṗipolis agus Apollónia, 1
agus ṫánadar go Tesaloníca, áit 'na raiḃ sinagóg
leis na Iúdaíġ. Ċuaid Pól isteaċ ċúċa, mar ba 2
ġnáṫ leis, agus i gcaiṫeaṁ trí sabbóidí ḃí sé ag
léiriú dóiḃ as an Scriptiúir, 'Ġá osgailt dóiḃ agus 3
'ġa ċur 'n-a luiġe orṫa conus nár ḃfoláir do'n
Ċríost fulag agus eiriġe ós na mairḃ; agus gur ḃ'é
seo an t-Íosa Críost, atá agamsa d'á ḟógairt
daoiḃse. Agus do ċreid cuid acu agus ġaḃdar le 4
Pól agus le Sílas, agus de sna geinciḃ a ḃí diaḋa,
sluaġ ana-mór, agus rainnt nár ṡuaraċ de ṁnáiḃ a ḃí
uasal.

Ansan ṫáinig éad ar na Iúdaíġ agus do ḃailíġdar 5
as an sluaġ rainnt droċ-daoine agus ḋeineadar
aċrann agus ċuireadar an ċaṫair i gcollóid. Ansan
ṫánadar tímpal ar ṫiġ Iásoin agus ḃíodar a d'iarraiḋ
go gcurfí amaċ ċun an poḃuil iad-san. Agus nuair 6
ná fuaradar iad do rugadar Iáson agus cuid de
sna ḃráiṫre i láṫair uaċtaráin na caṫaraċ, ráḋ
go h-árd: ṫáinig anso, leis, an aicme seo atá
ag cur na *caṫaraċ tré céile, Agus ġlac Iáson 7
iad: agus táid siad go léir ag gaḃail i gcoinniḃ
dliġe Ċaesair, 'ġá raḋ go ḃfuil rí eile ann, Íosa.

Agus do ġríosadar na daoine agus na h-uaċtaráin, 8
a ḃí ag éisteaċt leis na neiṫiḃ sin. Agus nuair a ḃain- 9
eadar sásaṁ de Iáson agus de'n gcuid eile do
leogadar ċun siúḃail iad.

Agus gan ṁoill do ċuir na bráiṫre ċun siúḃail, 10
san oiḋċe, Pól agus Sílas, go Bereá. Agus nuair a
ṫánadar ann do ċuadar isteaċ i sinagóig na n-Iúdaċ.
Agus ḃíodar so níos uaisle 'ná muinntir Ṫesaloníca, 11
agus do ġlacadar an briaṫar le lán-díogras, agus
ḃídís coitċianta ag cuardaċ na Scriptiúiri féaċaint

*Ver. 6. "na caṫaraċ." Sa Ġréigis, "oikoumenén" = "an doṁan."

12 an mbíoḋ san aṁlaiḋ.* Agus do ċreid a lán acu,
agus de sna mnáiḃ geinteaċa a ḃí uasal, agus cuid
13 nár ḃeag de sna feáraiḃ. Ansan d'áiriġ na Iúdáiġ
i dTesaloníca go raiḃ Pól ag teagasg bréiṫir Dé
i'mBeréa agus ṫánadar ann ag déanaṁ toirmisg
14 ag ċur tré ċéile ar na daoine. Ansan, go tapaiḋ,
ċuir na bráiṫre Pól ċun na faráige; aċ d'ḟan Sílas
agus Tímoteus sá n-áit.

15 Agus an ṁuinntir a ċuaiḋ le Pól do rugadar go
dtí Aténé é, agus ṫug sé órdú dóiḃ le tábairt do
Sílas agus do Ṫimoteus 'ġá ráḋ leó teaċt ag triall
air láiṫreaċ, agus ġluaiseadar.
16 An ḟaid a ḃí Pól i n-Aténé ag feiṫeaṁ leó d'eiriġ
dásáċt aigne istiġ ann nuair a ċonnaic sé an ċaṫair
17 táḃárta suas ar fad d'aḋraḋ ná n-íoḋol. Bíoḋ
sé, dá bríġ sin, ag díospóireáċt sa tsinagóig leis na
Iúdaíġ agus leis na daoine a ḃí diaḋa, agus i n-áit
an ṁárgaiḋ gaċ aon iá, leis na daoine a ḃíoḋ ann.
18 Agus ḃíoḋ cuid d'ollaṁnaiḃ na n-Epicúraċ águs na
Stóiceáċ ag cur air, agus deireáḋ cuid acu: Cad
'tá ó'n ḃfear so n-á ḃfuil an ċainnt go léir aige?
Ansan deireaḋ tuille acu: Déiṫe nua atá aige 'á
ċráoḃsgaoile, is dóċa; már ḃí sé ag cainnt leó i
19 dtáoḃ Íosá agus i dtáoḃ na h-aiseiríġe. Ansan do
rugadar air agus ṫósadar leó é go dtí an t-Areo-
pagus, agus duḃradar: An misde dúinne eolus a
ḋ'ḟáġail ar án dteagásg nua so atá agatsa 'á ṫáḃ-
20 airt uait? Tá neiṫe nuá agat 'á ċur i n-ár gcluasaiḃ.
Bá ṁáiṫ linn a ḟios a ḃeiṫ againn cad é án sagas neiṫe
21 iad. (Ba ġnáṫ, áṁṫaċ, leis na h-Aténiġ go léir
agus le pé dáoine iásaċta a ḃíoḋ ann gan suim a ċur

*Ver. 11. "Níos uaisle," Moltar, agus is ceart é, Iúdaíġ Ḃeréa mar ġeall ar an ḃfírinne do glacaḋé ċóm fonnṁar, agus ḃeiṫ ag sgrúdaḋ na Sgríḃinne Diaḋa ċun na cainnte a dúḃairt na h-aspuil a ḋ'ḟágail amaċ. Ba ġalánta go mór an níḋ sin 'ná an rud a ḋein ṁuinntir Tessaloníca, .i. luċt an tSoisgéil do ċráḋ gan aon ċuardaċ a ḋéanaṁ féaċaint ar ḃ'ḟíor an rud a ḃí acu d'á ṁúine.

i n-aon rud eile aċ ḃeiṫ ag innsint agus ag cloisint
nuaċt.)
Do ṡeasaiṁ Pól i lár an Areopaguis agus duḃairt 22
sé: A ḟeara Aṫénaċa, ċím siḃse, ins gaċ sliġe, ana-
úṁal do ḋéiṫiḃ. Óir, ag gaḃáil na sliġe agus ag 23
féaċaint dom an ḃúr n-íoṁáġṫiḃ, do fuaras altóir
agus ḃí sgríoḃṫa uirṫi “Do'n Dia ná h-aiṫniġtear.”
An níḋ sin a ḋ'onórann siḃ gan aiṫne agaiḃ air,
táimse 'ġá ṫeagasg daoiḃ. [1] Dia, a ḋein an doṁan 24
agus gaċ a ḃfuil ann, ó 'sé Tiġearna neiṁe agus
talṁan é, [2] ní ċóṁnúiġeann sé i dteampallaiḃ a
deineaḋ le láṁaiḃ;* Ná ní deintear dó, le láṁaiḃ 25
daoine, seirḃís go ḃfuil gáḋ aige leis, óir iré féin
a ṫugann do gaċ duine anam agus anál agus gaċ uile
níḋ. Agus do ċuir sé, ó aon duine aṁáin, an ċine 26
ḋaona go léir 'n-a gcóṁnuiḋe ar uaċtar na talṁan,
agus do ċeap sé gaċ tréimse aimsire ḋóiḃ ċun cóṁ-
nuiġṫe ann, agus gaċ teóra, Ċun iad a ḃeiṫ ag lorg 27
Dé, féaċaint an ḃféadfaidís teangaḃáil leis ná
teaċt suas leis, ḃíoḋ ná fuil sé ,aḃfad ó gaċ duine
againn. Óir is ann féin á ṁairimíd agus a ċorruiġ- 28
míd agus atáimíd, fé mar adeir daoine d'ḃur ḃfilíḃ
féin; “Óir is d'á ġeineaṁaint sinn.” D'á ḃríġ sin, 29
ó's de ġeineamaint Dé sinn, ní cóir dúinn a ṁeas
go mbeaḋ Dia cosṁail le h-ór 'ná le h-airgead ná
le cloiċ, snoíġe ealaḋan agus ceapaḋ aigne duine.
Agus anois tá Dia ag leogaint aimsire an ainḃfiosa 30
san ṫairis agus 'ġá ḟógairṫ do sna daoine, go ndéan-
faidís go léir aiṫriġe ins gaċ aon ball, Mar go ḃfuil 31
lá ceapaiṫe aige ċun ḃreiṫeaṁantais a ṫaḃairt ar an
ndoṁan do réir ċirt, tríd an ḃfear atá ceapaiṫe
aige, ag taḃairt creidiṁ do gaċ aon duine, mar gur
ṫóg sé ó sna mairḃ é.
Aċ nuair airíġdar an aiseiriġe ó sna mairḃ ċrom 32

[1] Gen. i. 1. [2] Supra vii. 48.

* Ver. 24 “Ní ċómnuíġeann sé i dteampallaiḃ.” Ní coinniġtear é i dteampallaiḃ i gcéill go mbeaḋ riaċtanas aige leó ċun cóṁnuiġṫe, nú ċun aon úsáide eile, mar ṁeasaḋ na págánaiġ. Aċ ó tá sé ins gaċ uile áit, tá sé ins na teampallaiḃ fé mar atá sé ins gaċ át eile.

cuid acu ar ṁagaḋ déanaṁ, agus duḃairt cuid acu:
éistfimíd leat uair éigin eile i dtaoḃ an sgéil sin.
33 Ansan d'imṫiġ Pól uaṫa amaċ. 34 Aċ do lean fir
áiriṫe é agus ċreideadar, ar a raiḃ Díonusios an
t-Areopagaċ, agus bean n-ar ḃ'ainim di Damaris,
agus tuille leo.

# caibidiol XVIII.

Eaglais Coirsint dá cur ar bun ag Pól, agus é ag seanmóiniú i n-Ephesur, ⁊rl. Apollo do ḋul go h-Ephesus.

1 Tar éis an méid sin d'ḟág sé caṫair Aténé agus
2 ṫáinig sé go dtí Coirint. Agus fuair sé sa n-áit sin
Iúdaċ n-ar ḃ'ainim dó Acuila, fear a rugaḋ i bPontus
agus a ḃí tar éis teaċt go déanaċ ó'n Eadáil, agus
Priscilla, á ḃean (do ḋeasgaiḃ a ḃeiṫ órduiġṫe ag
Claudius do sna Iúdaíġ go léir imṫeaċt ó'n Róiṁ),
3 agus ċuaiḋ sé ag triall orṫa. Agus toisg é ḃeiṫ
ar aon ċeárd leó d'ḟan sé 'n-a ḃfoċair ag obair ar
an gcéird (agus ag déanaṁ pailiún ab eaḋ an
4 a ċeard). Asus ḃíoḋ sé sa tsinagóig ag pléiḋ, gaċ lá
sabbóide, ag tráċt ar ainim an Tiġearna Íosa, agus
ḃí sé ag taḃairt na nIúdaċ agus na nGréagaċ leis.
5 Ansan nuair a ṫáinig Sílas agus Tímoteus ċuige
ó Ṁacedonia do ġéaruiġ Pól sa teagasg, gá ċur
'n-a luiġe ar na Iúdaíġ gur ḃ'é Íosa is Críost ann.
6 Aċ ḃí na Iúdaíġ 'ġa ḃréagnú go masluiġṫeaċ.
Ansan do ċroṫ sé a ċuid éadaiġ agus duḃairt sé:
Bíoḋ ḃúr gcuid fola ar ḃúr gceann féin. Táimse
7 glan. Taḃarfaḋ aġaiḋ ar na geintiḃ feasda. Ansan
d'ḟág sé an áit sin agus ṫáinig sé go tiġ duine dár
ḃ'ainim Títus Iústus, duine a ḃí úṁal do Ḋia, agus
8 go raiḃ a ṫiġ ceangailte de'n tsinagóig. Agus do
ċreid Crispus, uaċtarán na sinagóige, sa Tiġearna,
agus a ṫeaġlaċ go léir, agus do ċreid mórán de
sna Coirintiġ a ḃí ag éisteaċt leis agus do baisteaḋ
iad.
9 Ansan duḃairt an Tiġearna le Pól, i n-aisling, san

oiḋċe: ná bíoḋ eagal ort, aċ laḃair agus ná h-eist,*
óir táimse leat, agus ní leóṁfaiḋ aoinne ḋoċar a 10
ḋéanaṁ duit; mar tá mórán daoine sa ċaṫair seo
agamsa

Agus d'ḟan sé ansan bliain agus sé ṁí ag teagasg 11
bréiṫir Dé 'n-a measg. Aċ nuair a ḃí Gallió 'n-a 12
ṗróconsul i n-Acaía d'eiriġ na Iúdaíġ, do ṫoil a ċéile
i n-aġaiḋ Póil agus ṫugadar os cóṁair an t-suiḋe-
ḃraṫa é, Asus duḃradar: Tá an fear so ag cur na 13
ndaoine suas ċun Dia d'aḋraḋ go h-aindleaġṫaċ.
Aċ nuair a ḃí Pól ag tusnú ar a ḃéal a ḃogaḋ ċun 14
laḃarṫa duḃairt Gallió leis na Iúdaíġ: A ḟeara
Iúdaċa, dá mba éagcóir é, nú coir ċionntaċ ana-olc,
ba ċeart dom cur suas liḃ. Aċ má's cúrsaí focal 15
é, agus ainimneaċa, agus ḃúr ndliġe-se, féaċaiḋ
féin ċuige: ní h-áil liomsa ḃeiṫ am breiṫeaṁ ar na
neiṫiḃ sin. Agus do ċomáin sé ó'n suiḋeḃraṫa 16
iad. Agus do rugadar go léir an Ṡóstenés uaċ- 17
tarán na sinagóige agus ḃíodar ag gaḃáil air os
cóṁair an tsuiḋeḃraṫa agus níor ċuir Gallió aon
tsuim i n-aon níḋ de sna neiṫiḃ sin.

D'ḟan Pól mórán laeṫanta sa n-áit. Ansan 18
d'ḟág sé slán ag na bráiṫriḃ agus ċuaiḋ sé ar luing
go Síria (agus Priscilla agus Acuila i n-aonḟeaċt
leis) [1] tar éis a ċínn a ḃearraḋ i gCencrea, mar ḃí
móid aige. Agus ṫáinig sé go dtí Eṗesus agus 19
d'ḟág sé iad-san ann. Agus ċuaiḋ sé féin isteaċ
sa tsinagóis ag díospóireaċt leis na Iúdaíġ. Agus 20
d'iarradar air fanṁaint níos sia aċ níor ṫoiliġ sé
ċuige, Aċ d'ḟág sé slán acu agus duḃairt sé: Tioc- 21
faḋ ċúġaiḃ airís má's toil le Dia é. Ansan d'imṫíġ
sé ó Eṗesus

Asus ċuaiḋ sé síos go Caesaréa. Ansan ċuaíḋ 22
sé suas † agus ḃeannuiġ sé do'n eaglais, agus ċuaiḋ
sé síos go h-Antioċ.

Ċaiṫ sé suim aimsire ansan, agus ġluais sé tré 23

[1] Num. vi. 18; *Infra* xxi. 24.

* .i. ná ḃí ciúin † ċuaiḋ sé suas. .i. go Ierúsalem.

ḋúṫaíḃ Ġalatia agur Ṗrigia, i nḋiaiḋ céile, ag cur
24 misniġ ar na deisgiobuil go léir.  Ṫáinig, áṁ, go
h-Eṗesus Iúdaċ n-ar ḃ'ainim dó Apollo, Alecsan-
dríneaċ, fear deaġlaḃarṫa, láidir inr na Scriptiúr-
25 aiḃ.  Ḃí sé oilte ar sliġe an Tiġearna agus do laḃair
sé le díograis aigne agus do ṫeagaisg sé go dúṫr-
aċtaċ na neiṫe a ḃaineann le h-Íosa, agus gan ar eólus
26 aige aċ baiste Eóin.  Do ċrom an fear san ar laḃ-
airt go dána sa tsinagóig.  Agur nuair a ḋ'airiġ
Priscilla agus Acuila é ṫugadar leó é agus ṁúin-
27 eadar dó níos cruinne sliġe an Tiġearna.  Ansan
ba ṁian leis dul go h-Acaia agus do sgríḃ na bráiṫre
ag triall ar na deisgiobuil 'ġá larraiḃ orṫa é
ġlacaḋ.  Agus nuair a ṫáinig sé ṫug sé congnaṁ
28 mór do'n ṁuinntir a ḃí tar éis creideaṁaint.  Óir
do ċuir sé 'n-a luige go cuṫaiġ ar na Iúdaíġ, go puib-
ilíde, gur b'é Íosa is Críost ann.

# CAIBIDIOL XIX.

An eaglais dá ċur ar bun ag Pól i n-Eṗesus.  Clampar sa ngaiḃní ngeal.

1 Agus do ṫárla, le linn Apollo ḃeiṫ i gCoirint
go dtáinig Pól go h-Eṗesus, nuair a ḃí na h-áiteana
uaċtaraċa siúḃalṫa aige, agus go ḃfuair sé rainnt
2 deisgiobul;  Agus duḃairt se leó: Ar ġlacḃúir
an Spiorad Naoṁ ó ċreidḃúir?  Agus duḃradar-
san leis: Ní h-ead aċ níor ċloiseamair an Spiorad
3 Naoṁ a ḃeiṫ ann i n-aon ċor.  Agus duḃairt seisean:
Má 'seaḋ cad ann 'nar baisteaḋ siḃ?  Agus duḃ-
4 radar: I mbaiste Eóin.  Agus duḃairt Pól: [1] Do
ḃaist Eóin na daoine le baiste aiṫriġe agus duḃairt
sé leó nár ḃ'foláir dóiḃ creideaṁaint sa' t-é a ḃí
5 le teaċt 'n-a ḋiaiḋ féin, 'sé sin i n-Íosa.  Nuair a
ḋ'airíġdar an méid sin do baisteaḋ iad i n-ainim an
6 Tiġearna Íosa.  Ansan do ċuir Pól a láṁa orṫa

[1] Mait. iii. 11; Marc i. 8; Lúc. iii. 16; Eóin i. 26; *Supra* i. 5 agus ix. 16.

agus do ċúirling an Spiorad Naoṁ orṫa agus do
laḃradar i dteangṫaċaiḃ agus ḋeineadar targair-
eaċt. Agus tímpal dáréag acu a ḃí ann ar fad. 7
Agus ḃíoḋ sé ag dul isteaċ sa tsinagóig agus ag 8
laḃairt ann go dána, ar feaḋ trí ṁí, ag díospóir-
eaċt agus ag cur i ḃfeiḋm i dtaoḃ ríġeaċta Dé. Aċ 9
ḃí daoine dúra ann ná creidfeaḋ, aċ ḃíoḋ ag tar-
cuisniú sliġe an Tiġearna os cóṁain na ndaoine.
D'imṫiġ sé uaṫa agus do ḋeiġil sé na deisgiobuil
uaṫa, agus ḃíoḋ sé ag asgóint gaċ lá i sgoil fir dár
ḃ'ainim Turannos. Do lean san mar sin ar feaḋ dá 10
ḃlian, i dtreó gur airiġ gaċ a raiḃ i n-Ásia, idir
Iúdaċ agus Geinteaċ, briaṫar an Tiġearna. Agus 11
do ḋein Dia mírḃúiltí éagsaṁlaċa tré láiṁ Póil.
i dtreó go mbeirtí ċun na ndaoine mbreóite, ó n-a 12
ċolainn, ciarsúirí agus aprúin, agus go n-imṫíġeaḋ
an ḃreóiteaċt díoḃ, agus go n-imṫíġeaḋ na deaṁain
asta

Do ṫárla go raiḃ cuid de sna Iúdaíġ ag imṫeaċt 13
ó áit go h-áit agus go raḃdar a d'iarraid deaṁan a
ċur amaċ, agus ḋ'agraidís ainim an Tiġearna Íosa
agus deiridís: Fógraim oraiḃ Íosa atá ag Pól d'a
ċraoḃsgaoile. Agus ḃí Iúdaíġ áiriṫe, mórṡeisear 14
mac a ḃí ag Sceḃa duine d'uaċtaránaiḃ na sagart,
'ġá déanaṁ san. Aċ d'ḟreagair an annsprid iad 15
agus dúḃairt sé: Tá aiṫne agam ar Íosa agus tá
eólus agam ar Pól, aċ cia h-iad sibse? Agus an 16
fear n-a raiḃ an annsprid ṁalluiġṫe ann do léim
sé ċúċa agus fuair sé an lám uaċtair ar an mbeirt
acu agus ġaiḃ sé orṫa i dtreó gur riṫeadar as an
dtiġ sin tárnoċt,* agus iad geárrṫa. Do h-innseaḋ 17
an méid sin d'a raiḃ d'Iúdaċaiḃ agus de Ġeintiḃ
i n-Eṗesus agus ṫáinig sgannra orṫa go léir, agus
do móraḋ ainim an Tiġearna Íosa.

Agus ḃíoḋ a lán de'n ṁuinntir a ċreid ag teaċt 18
ag déanaṁ faoisdine agus ag innsint a ngníoṁarṫa.
Agus a lán de'n ṁuinntir a ḃíoḋ ag déanaṁ deis- 19
mireaċta ṫugadar na leaḃair leó agus do ḋóġdar

* .i. do strac sé a gcuid égdaig díoḃ.

iad os cóṁair na puibilíḋeaċta. Agus do measaḋ
fiaċa na leaḃar, agus do fuaraḋ gur ḃ'fiú caogsad
20 míle píosa airgid iad. Sin mar a ḃí briaṫar Dé
ag fás go láidir agus ag dul i ndaingineaċt.
21 Nuair a ḃí na neiṫe sin críoċnuiġṫe do ḃeartuiġ
Pól, ra spioraid, gaḃáil tré Ṁacedonia agus tré
Acaia agus dul go Ierúsalem, agus duḃairt sé: Tar
éis me ḃeiṫ sa n-áit sin ní foláir dom an Róiṁ a
22 ḋ'ḟeisgint. Ansan ċuir sé beirt d'á luċt friṫálṁa,
Timoteus agus Erastus, go Macedonia agus d'ḟan
sé féin ar feaḋ tamaill san Ásia.
23 Agus d'eiriġ an uair sin aċrann nár ṡuaraċ i dtaoḃ
24 sliġe an Tiġearna. Ḃí fear n-ar ḃ' ainim dó
Démétrius, agus gaḃa geal ab eaḋ é, agus ḃíoḋ sé
ag déanaṁ teampall airgid do Ḋiána agus ḃíoḋ fáġ-
25 altas nár ṡuaraċ ag ceárduiġṫiḃ d'á ḃánn. Ċruinniġ
sé i láṫair a ċéile iad féin agus an luċt oibre a ḃain
leó agus duḃairt sé: A ḟeara, is eól daoiḃ gur as
26 an gcéird seo a ṫagann ár gcuid ċúġainne. Aċ
ċíonn siḃ agus airíġeann siḃ conus mar atá mórán
daoine iompuiġṫe ag Pól so, le n-a ċóṁráḋ, ní
h-aṁáin i n-Eṗesus aċ ar fuid na h-Ásia go léir náċ
mór, 'ġá ċur 'n-a luiġe orṫa—Ní déiṫe i n-aon ċor
27 na déiṫe a deintear le láṁaiḃ. Is baoġal go dtaḃ-
arfaiḋ san droċ-ainim d'ár sliġe ḃeaṫa, agus ná
fágfaiḋ sé aon ṁeas an ṫeampull ṁór Ḋiána, agus ní
h-aṁáin sin aċ go dtusnóċaiḋ a mórḋaċt ar ḋul ar
neaṁníḋ, bíoḋ go n-aḋrann an Ásia go léir agus an
28 doṁan go léir í. Nuair airíġdar an ċainnt sin do
lasadar le feirg agus do liúġdar: Is mór í Diána
na n-Eṗesiánaċ!
29 Do cuireaḋ an ċaṫair go léir tré n-a ċéile. Do
riṫeadar i n-aonḟeaċt ċun an téatair agus greim acu
ar Ġaius agus ar Aristarċus, Macedonaiġ, comrád-
30 aiṫe do Pól. Ċeap Pól dul isteaċ ameasg na
31 ndaoine. Ní leogfaḋ na deisgiobuil dó é. Agus
ḃí cuid d'uaċtaránaiḃ na h-Ásia ann, cáirde ḋó, agus
ċuireadar teaċtaireaċt ċuige 'ġá iarraiḋ air gan dul
32 isteaċ sa téatar. Do liúiġ duine an rud so agus
duine eile an rud úd. Is aṁlaiḋ a ḃí measgán

mearaiḋe ar an bpobul agus ní ḟéidir an ċuid ba
ṁó ḋíoḃ cad a ṫug ann i n-aon ċor iad. Do ṫaraig- 33
eadar Alecsander amaċ as an mbrúṫ. Do ṡaiġ
na Iúdaíġ amaċ é. Do ḃagair Alecsander a láṁ
orṫa a' d'iarraid ciúnais ċun go míneóċaḋ sé an
sgéal do sna daoine. Ac nuair a ċonnacadar gur 34
ḃ' Iúdaċ é ċuireadar go léir aon liú aṁáin suas:
is mór í Diána na n-Eṗesiánaċ! Agus do leanadar
de'n liúġ ar feaḋ suas le ḋá uair a' ċluig.

Ansan do ċuir cléireaċ na caṫaraċ ċun suaiṁnis an 35
pobal agus duḃairt sé: A ḟeara Eṗesiánaċa, cá
ḃfuil an duine beó ná fuil ḟios aige go n-aḋrann
muinntir na ċaṫaraċ so Eṗesus Diána ṁór, inġean
Iúpiteir? D'á ḃríġ sin óir náċ féidir an méid sin do 36
ṡéanaḋ is ceart daoiḃ fanṁaint socair agus gan aon
ḃeart obann a ḋéanaṁ. Ṫugḃúir anso na fir seo agus 37
gan masla taḃarṫa acu d'ḃúr dteámpull 'ná d'ḃur
mbandia. Aċ má tá ag Démétrius, agus ag na ceár- 38
duiġṫiḃ atá le n-a ċois, cúis i gcoinniċ aoinne, táid na
cúirteana ann agus na *próċonsuil: Cuiridís neiṫe i
leiṫ a ċéile. Má tá aon níḋ eile agaiḃ d'á lorg, 39
socaruiġtear é i gcóṁṫionól a ḃeiḋ do réir dliġe.
Agus is baoġal go gcurfár i n-ár leiṫ toirmeasg an 40
lae indiu agus gan aoinne cionntaċ (gur féidir cúntas
a ṫaḃairt air) leis an gcruinniú so. Nuair a ḃí an
méid sin ráiḋte aige do ċuir sé an pobal ċun siúḃail.

# Caibidiol XX.

Cuaird Ṗóil tré Ṁacedonia agus tríd an nGréig. Duine aige á ṫógaint ó'n mbás i dTsóás. A ċainnt le cléir Eṗesuis.

Ansan, nuair a ḃí an toirmeasg imiġṫe do ġlaoiḋ 1
Pól ċuige na deisgiobuil agus do ċóṁairliġ sé iad,
agus d'ḟág sé slán acu agus do ġluais sé ċun dul
go Macedonia. Agus nuair a ḃí na triúċa san 2
siúḃalta aige agus mórán cainnte déanta aige leis
na daoine ṫáinig sé sa Ġréig. Ḃí sé trí ṁí sa n-áit 3

* .i. an giúistís Rómánaċ a ḃí os a gcionn.

sin. Ansan ċeap sé dul go Sírla ar luing aċ ḃí na
Iúdaíġ i gceilg ag faire air agus ṡocaruiġ sé ar
4 ṫeaċt tré Ṁacedonia. Agus ċuaiḋ i n-aonḟeaċt
leis Sópatér Mac Ṗirruis, ó Ḃeréa; agus Aris-
tarċus agus Secundur Tessalónaiġ; agus Gaius
ó Ḋerḃé, agus Tímoteus; agus Tuċicus agus Troṗ-
5 imus, beirt Ásiánaċ. Ċuadar san róṁainn agus
d'ḟanadar linn i dTróas.

6 Agus do ċuamair-ne ar luing ó Ṗilippí, tar éis
laeṫanta an aráin gan giost, agus ḃíomair cúig
lá ag teaċt go Tróás agus d'ḟanamair ann seaċt lá.
7 Ansan, an ċéad lá de'n tseaċtṁain do ṫánamair
i bfoċair a ċéile ċun arán do ḃrise, agus ḃí Pól ag
taḃairt teagaisg dóiḃ, mar ḃí sé le h-imṫeaċt ar
maidin amáireaċ a ḃí ċúġainn, agus do lean sé ar
8 an dteagasg go meaḋon oiḋċe.* Aċ ḃí lóċrainn ár
ndóṫin againn sa tseómra mór 'na raḃmair cruinn-
9 iġṫe. Agus ḃí buaċaill dár ḃ' ainim Eútuċur 'n-a
ṡuiḋe ar an bfinneóig, agus ṫuit sé 'n-a ċodla go sáṁ
an ḟaid a ḃí Pól ag cainnt. Le truime a ċodlata do
ṫuit sé síos ó'n dtríṁaḋ loċta agus do tógaḋ suas
10 marḃ é. Aċ do ċuaiḋ Pól síos ċuige agus do luiġ
sé anuas air agus ċuir sé a láṁa 'n-a ṫimpull agus
duḃairt sé: Na bíoḋ ceist oraiḃ. Tá a anam ann.
11 Ansan ċuaiḋ sé suas agus ḃris sé arán agus do ḃlais.
Agus dein sé cainnt ar feaḋ aḃfad, go dtáinig an
solus, agus ansan d'imṫiġ sé. Agus do rugadar leó
12 an buaċaill, agus é ḃeó, agus níor ḃeag é a n-áṫas.

Ansan do ċuamair-ne ar an luing agus ṡeólamair
13 go h-Assos, i dtreó go mbéarfaimís Pól linn ó'n áit

* Ver. 7. "An ċéad lá de'n treaċtmain." Míníġid Chrusostom Naoṁṫa, agus a lán eile de luċt sgrúduiġṫe an Sgriptúra, i dtaoḃ na bfocal san go raiḃ na Críostaiḋṫe, um an dtaca san féin tar éis lae na Sabbóide do ċur i dtusaċ na seaċtṁaine (.i. ar an nDoṁnaċ), mar atá sé anois ag na Críostaiḋṫiḃ go léir. Is deiṁin gur le h-úġdarás na h-Eagailse a deineaḋ an t-acarú san. Mar sin do ḋein sí úsáid dé'n cóṁaċt a ḃí taḃarṫa ag an dTiġearna ḋi, óir is é Rí an Ḋoṁnaiġ é.

sin, óir sin mar a ḃí socair aige, agus go raġaḋ sé
féin ann ar tír. Agus ṫáinig sé ċúġainn i n-Assos 14
agus ṫógamair ċúġainn é agus ṫanamair go Miti-
léné. Agus ṡeólamair ó'n áit sin agus ṫánámair, 15
amáireaċ a ḃí ċúġainn, ar aġaiḋ Ċíos amaċ agus an lá
'n-a ḋiaiḋ san do ṡroiseamair Sámos, agus an lá 'n-á
ḋiaiḋ san airís do ṫánamair go Milétus; Óir do 16
ḃí Pól ceapaiṫe ar ṡeólaḋ ṫar Eṗesus i dtreó ná
curfí aon ríġneas air sa n-Ásia, mar ḃí diṫineas
air ċun, dá mb' ḟéidir dó é, lá na Cíngcíse* ṫaḃairt
i n-Ierúsalem.

Aċ do ċuir sé teaċtaireaċt ó Ṁilétus go h-Eṗesus 17
'ġá ráḋ le sinnsearaiḃ na h-eagailse teaċt ċuige.
Ṫánadar, agus nuair á ḃíodar 'n-a láṫair duḃairt 18
sé leó:

Is eól daoiḃse conus mar atá an aimsir go léir
taḃarṫa agam i nḃúr ḃfoċair ó'n gcéad lá a ṫánag
isteaċ sa n-Ásia, Agus me ag déanaṁ seirḃíse Dé 19
le fíos-úṁluiġeaċt, ag sile deór, agus ag fulag na
dtrioblóidí a ṫáinig orm tré ċeilgiḃ na n-Iúdaċ;
Conus mar nár ċimeádas siar aon níḋ de sna neiṫiḃ 20
a ḃí tairḃṫeaċ daolḃ, gan iad a ṫeagasg daoiḃ go
puiḃilíḋe agus i nḃúr dtiġṫiḃ, agus me ag deiṁ- 21
niú aiṫriġe ċun Dé, agus creidiṁ i n-ár dTiġearna
Íosa Críost, do Iúdaíġ agus do Ġeintiḃ.

Agus féaċ táim ag dul go Ierúsalem fé ċeangal 22
na spioraide, agus ní fios dom cad 'tá le h-imṫeaċt
orm ann, Aċ go ḃfuil an Spiorad Naoṁ ag laḃairt 23
liom coitċianta, ins na caṫraċaiḃ go léir, 'ġá ráḋ
liom gur slaḃraí agus pionóisí atá am ċóir i n-Ierú-
salem. Aċ ní h-eagal liom aon níḋ díoḃ san ná 24
ní ṁeasaim gur mó is fiú mo ḃeaṫa 'ná me féin, aċ
go gcoṁlíonfaḋ mo ċurus, agus seirḃís an ḃréiṫir,
a fuaras ó'n dtiġearna Íosa, fiaḋnuise ḋéġnaṁ ar
ṡoisgéal ġrásta Dé. Agus féaċ anois, is eól dóṁsa 25
ná feicfiḋ siḃ mo ġnúis a ṫuille, siḃse go léir n-a
ḃfuil siúḃalṫa i nḃúr measg agam ag craoḃsgaoile
riġeaċta Dé.

* .i. Lá an Spioraid Naoiṁ do ṫeaċt.

26 Ḋ'á ḃríġ sin cuirim a ḟiaḋnuise oraiḃre, sa lá so
atá indiu againn, go ḃfuilim glan ar ċuid fola gaċ
27 duíne, Mar níor staonas ó ċoṁairle Ḋé do ċur
28 i n-iúil daoiḃ go h-iomlán. Tugaiḋ aire ḋaoiḃ féin
agus do'n tréad go léir, ar ar ċuir an Spioraid
Naoṁ siḃ i n-ḃúr n-easbogaiḃ ag riaġlaḋ eaglaise
29 Ḋé a ċeannuiġ sé le n-a ċuid fola féin. Tá 'ḟios
agamsa go dtiocfaid isteaċ i n-ḃúr measg, nuair a
ḃeadsa imiġṫe, faolċoin ċraosaċa, agus ná staonfaid
30 siad ó'n dtréad. Agus eireóċaid, oraiḃ féin, fir
a laḃarfaid neiṫe tuaṫalaca, ċun deisgiobul a ṫarrac
31 n'a ndiaiḋ. Ḋ'á ḃríġ sin déinid faire, agus cim-
eadaiḋ i nḃúr gcuiṁne conus mar nár stadas ar
feaḋ trí mblian, do ló ná d'oiḋċe, aċ ag cóṁairliú
an uile ḋuine agaiḃ agus deóra le m'ṡúiliḃ.

32 Agus anois tugaim suas do Ḋia siḃ agus do
ḃriaṫar a ġrásta, ó's ar a ċumas atá an obair do
ċríoċnú agus an oiġreaċt a ṫaḃairt daoiḃ ameasg
33 na naoṁ go léir. Níor ṡanntuiġeas airgead ná ór
34 ná éadaċ aon duine, Mar is eól daoíḃ féin, [1] gurab
iad an dá láiṁ seo ṡoláṫair gaċ a raiḃ riaċtanaċ dom
35 féin agus do sna daoine atá am ḟoċair. Tá gaċ
aon níḋ taisbeánta agam daoiḃ, gur ag obair ar
an gcuma san is ceart dúinn fóiriṫint ar na daoine
laga, agus cuiṁneaṁ ar ḃriaṫar an Tiġearna Íosa
mar go nduḃairt sé féin: Is mó an t-aoiḃneas go
mór rud a ḃronnaḋ ná rud a ġlacaḋ.

36 Agus nuair a ḃí an méid sin ráiḋte aige do leog
sé é féin ar a ġlúiniḃ agus ḋein sé guiḋe ċun Ḋé 'n-a
37 dteannta go léir. Ansan ḃíodar go léir ag gol go
fuíġeaċ agus ag cur a láṁ tímpal ar ṁuinéal Ṗóil
38 agus 'ġá ṗógaḋ, Ag déanaṁ buarṫa go mór mar
ġeall ar an ḃfocal aduḃairt sé, ná feicfidís a ġnúis
a ṫuille. Agus ḋeineadar é ṫionnlacan síos ċun
na luinge.

[1] Cor. iv. 12; 2 Tess. iii. 8.

# Caibidiol XXI.

Cuaird Ṗóil go Ierúsalem. e dá ġabáil aige sna Iúdaíġ sa teampull.

Agus nuair á ṫárla go raiḃ sgarṫa againn leó agus 1
sinn ag gluaiseaċt fé ṡeól,* ṫánamair ceann ar aġaiḋ
go Cóos, agus an lá 'n-a ḋiaiḋ san go Rodos, agus as
san go Patara. Ansan do fuaramair long a ḃí ag 2
dul treasna go Ṗoenicé, agus ċuamair ar bórd
agus ġluaiseamair. Ṫánamair i radarc Ċuprois 3
agus d'ḟágamair ar ár láiṁ ċlé é agus ṡeólamair
go Síria agus ṫánamair go Túros; óir is ann a ḃí ar
an luing a h-ualaċ do ċur aisti. Fuaramair deis- 4
giobuil sa n-áit sin agus d'ḟanamair ann seaċt lá,
agus ḃíodar, tríd an spioraid, ġá ráḋ le Pól gan
dul suas go Ierúsalem. Aċ nuair a ḃí na laeṫanta 5
caiṫte do ġluaiseamair agus ḃíomair ag imṫeaċt,
agus ṫánadar go léir, iad féin agus a mná agus a
gclann, ġár dtionnlacan, go geataí na caṫraċ;
agus do leogamair sinn féin ar ár nglúiniḃ ar an
dtráiġ agus do ġuíḋmair. Ansan d'ḟágamair slán 6
ag á ceile agus ċuamair-ne ar an luing agus ċuadar-
san aḃaile. Ḋeineamair-ne ár gcuaird ar uisge ó 7
Ṫúros síos go Ptolemáis agus ḃeannuiġmair do sna
bráiṫriḃ a ḃí ann agus d'ḟanamair lá 'n-a ḃfoċair.
Ġluaiseamair an iá 'n-a ḋiaiḋ agus ṫánamair go 8
Caesaréa. Ċuamair, ansan, go tiġ Ṗiliḃ, an sois-
géalaiḋe, [1] duine de'n ṁórṡeisear, agus d'ḟana-
mair aige.†
Ḃí aige sin ceaṫrar inġean, ceaṫrar maiġdean, 9
agus ḋeiniḋís targaireaċt. Do stadamair ann rainnc 10
laeṫanta agus ṫáinig ċúġainn ó Iúdaéa fáiḋ n-ar
ḃ'ainim dó Agabus. Nuair a ṫáinig sé sin ċúġainn do 11
ṫóg sé crios Ṗóil agus ceangail sé a láṁa féin agus

[1] *Supra* vi. 5.

* .i. an long fé ṡeól againn.

† Ver. 8. "An soisgéalaiḋe," .i. seanmóraíḋe an tsoisgéil. an fear céadna úd d'iompuiġ na Samaritánaċa agus do ḃaist an coillteánaċ (Caib. viii.), duine de sna seaċt ndiaċonaiḃ tosaiġ aḃ eaḋ é.

a ċosa agus duḃairt sé: Seo mar adeir an Spiorad
Naoṁ, an fear gur leis an crios so, sin mar a ċeang-
alóċaid na Iúdaíġ é i n-Ierúsalem, agus taḃarfaid
12 siad i láṁaiḃ na nGeinte é. Nuair airiġmair-ne an
méid sin ḃíomair féin agus muinntir na h-áite sin
13 ag taṫant air gan dul suas go Ierúsalem. Ansan
duḃairt Pól 'ár ḃfreagraḋ: Cad tá agaiḃ á ḋéanaṁ,
ag gol agus ag cur buarṫa ar mo ċroide? Táimse
ollaṁ, ní h-aṁáin ċun ceangail d'ḟulag aċ fós ċun
14 báis d'ḟulag, ar son ainime an Tiġearna Íosa. Ansan,
nuair a ṫeip orainn é ḃogaḋ d'éisteamair agus duḃ-
ramair: Toil an Tiġearna go ndeintear!
15 Agus tar éis na laeṫanta san d'ollṁuiġmair
sinn féin agus ḃíomair ag dul suas go Ierúsalem.
16 Agus ṫáinig i n-aonḟeaċt linn cuid de sna deisgio-
buil ó Ċaesaréa, agus Cupriánaċ 'n-a dteannta, duine
dár ḃ'ainim Mnasón, seana-ḋeisgiobul, n-a raḃ-
mair ċun ḃeiṫ ar lóisdín aige.

17 Ṫánamair go Ierúsalem agus do ġlac na bráiṫre
18 sinn go fáilteaċ. Amáireaċ a ḃí ċúġainn ċuamair
féin agus Pól go tiġ Ṡéamuis agus ḃí na sínsin go
19 léir cruinniġṫe ann. Ḃeannuiġ sé dóiḃ agus d'innis
sé dóiḃ, tríd síos, gaċ a raiḃ déanta ag Dia, tré n-a
20 ḟriṫálaṁ féin, ameasg na nGeinte. Agus nuair
airiġdar é ṫugadar glóire do Ḋia, agus duḃradar
leis: Ċíonn tú, a ḃráṫair, cad iad na mílte de sna
Iúdaíġ atá tar éis creideaṁaint, agus tá báiḋ acu
21 go léir do'n dliġe. D'airiġdar áṁṫaċ, go ḃfuilirse
ġá ċur 'n-a luiġe ar na Iúdaíġ atá ameasg na nGeinte
naċ misde ḋóiḃ imṫeaċt ó Ṁaois, agus ná fuil ḟiaċ-
aiḃ orṫa tímpallġearraḋ do ḋéanaṁ ar a gclainn,
22 ná réir na dlíġe do leanṁaint. Cad 'tá le déanaṁ
mar sin? Gan aṁras caiṫfid na daoine cruinniú
23 mar aireóċaid siad gur ṫánaís. Dein an níd seo a
deirimíd leat dá ḃríġ sin: Tá ceaṫrar fear againn
24 go ḃfuil móid orṫa. Tóg leat iad san agus glantar
ṫu i n-aonḟeaċt leó. Ansan díol-se asta i dtreó,
go [1] mḃeárrfar a gcinn. Ansan ċífiḋ gaċ aoinne

[1] Num. vi. 18; *Supra*. xviii. 18.

gur ḃ'éiġeaċ ar airíġdar ad ṫaoḃ, go ḃfuilir
féin ag siúḃal ad ċornaṁaiḋe do'n dlíġ.* Aċ 25
i dtaoḃ na nGeinteaċ a ċreid, ¹ do sgríoḃmair-ne
ġá órdú ḋóiḃ cimeád ó'n rud a h-íoḃbireaċ d'íoḋ-
olaiḃ, agus ó ḟuil, agus ó níḋ a taċtaḋ, agus ó ḋrúis.
Ansan do ṫóg Pól leis na fir lár n-a ṁáireaċ agus 26
do glanaḋ é i n-aonḟeaċt leó agus ċuaiḋ sé isteaċ
sa teampull, tar éis laeṫanta a nglanta d'ḟógairt,
ċun go ndéanfí ofráil ar son gaċ duine acu.

Aċ ḃí Iúdaíġ ó'n Ásia ann agus nuair a ḃí na seáċt 27
laeṫanta ḋá gcríoċnú ċonnacadar sa teampull é
agus do ġríosadar an pobul go léir agus ċuireadar
a láṁa. air agus do liúġdar: Congnaṁ! a ḟeara 28
Israéil. Sidé an duine atá ag múine na ndaoine ins
gaċ aon ḃall i gcomniḃ an ṗobuil seo agus i gcoinniḃ
na dliġe agus i gcoinniḃ na h-áite seo. Ṫug sé
daoine geinteaċa isteaċ sa teampull agus do ṡáruiġ
sé an áit ḃeannuiġṫe seo. Óir ḃíoḋar tar éis Troṗi- 29
muis ó Eṗesus a ḋ'ḟeiscint sa ċaṫair 'n-a ṫeannta
agus ċeapadar go raiḃ Pól tar éis é ṫaḃairt isteaċ
sa teampull. Agus ḃí an ċaṫair go léir ar buile, 30
agus do ċruinniġ na daoine. Do rugadar ar Ṗól agus
ṫarraigeadar amaċ as an dteampull é agus do
dúnaḋ na dóirse láiṫreaċ.

Agus ḃí fonn orṫa é ṁarḃaḋ, aċ do h-innseaḋ do 31
ṫriḃiún an airm Ierúsalem go léir a ḃéiṫ tré n-a
ċeile. Ṫóg sé sin leis saiġdiúirí agus taoiseaċa 32
céad agus do riṫ sé ċúċa síos. Nuair a ċonnacadar
an tribiún agus na saiġdiúirí do stadadar de ḃeiṫ
ag bualaḋ Ṗóil. Ansan do ṫáinig an tribiún agus 33
ṫóg sé é agus d'órduiġ sé é ceangal le ḋá ṡlaḃra
agus d'ḟiafraiġ sé cia'r ḃ'é agus cad a ḃí déanta
aige. Aċ ḃí án tsluaġ ag liúiriġ, duine ġá ráḋ so 34
agus duine ġá ráḋ súd. Agus nuair nár ḃ'ḟéidir

¹ *Supra* xv. 20 agus 29.

* Ver. 24. "Ad ċosnaṁaiḋe do'n dlíġ." Bíoḋ go raiḃ an dliġ sin a deirtear imiġṫe a' feiḋm um an dtaca san ḃí na Críostaiḋṫe Iúdaċa ġa cimeád, agus do leanadar 'ġá cimeád ar feaḋ rainnt aimsire, ċun na sinagóige, mar a déarfi, d'aḋlacaḋ le h-onóir.

Note: there is a total disregard of the spelling of 'dliġ' / 'dlíġ' and variants thereof.

dó deiṁin a ḋ'ḟáġail mar ġeall ar an gcur tré ċéile,
35 d'órduiġ sé é ṫaḃairt ċun an longṗuirt. Águs
nuair a ṫáinig sé go dtí an staiġre do ṫárla go raiḃ
na saiġdiúirí ġá iompar mar ġeall an déine na
36 ndaoine; Óir ḃí an tsluaġ 'n-a ndiaiḋ agus iad ag
liúiriġ: Tóg uainn é.
37 Agus le linn e ḃreiṫ isteaċ sa longṗort duḃairt
Pól leis an dtribiún: An misde ḋom ḃeagán cainnte
ḋéanaṁ leat? Agus duḃairt seisean: An dtuig-
38 eann tú Gréigis? Náċ tusa an t-Éigipteaċ úd a
ḋein an ċiréib ins na laeṫanta roimis seó agus do
rug leat isteaċ sa ḃfásaċ ċeiṫre ṁíle de ropairíḃ.
39 Agus duḃairt Pól leis: Iúdaċ iseaḋ mé go deiṁin,
ó Ṫarsus i gCilicia. Is cóṁnuiġṫeaċ mé do ċaṫair
naċ suaraċ. Iarraim ort leogaint dom laḃairt leis
40 an bpobul. Ṫug sé ceaḋ dó. Ansan do ṡeasaiṁ
Pól ar an staiġre agus ḃagair sé a láṁ ar an sluaġ
agus do deineaḋ ana-ċiúnas agus do laḃair sé leó
sa teangain Eaḃra, agus duḃairt sé:

## CAIḂIDIOL XXII.

Pól ġá innsint do'n ṗobul conus a h-iompuiġeaḋ ċun an ċreidiṁ é féin. É 'dul ó sgiúrsáil le n-a ráḋ gur ḃ'ḟear Róṁánaċ é.

1 A ḟeara, a ḃráiṫre agus a aiṫreaċa, éistiḋ leis an
2 gcúntas atá agam le taḃairt daoiḃ. Nuair airíġ-
dan ag laḃairt leó é sa teangain Eaḃra ċiúnuiġdar
3 níba ṁó. Agus duḃairt sé: Fear Iúdaċ iseaḋ mise.
I dTarsus Cilicia do rugaḋ mé, aċ sa ċaṫair seo iseaḋ
do tógaḋ me, ag cosaiḃ Ġamaliéil, agus do múineaḋ mé
do réir fírinne dliġe ár sínsear, ċóṁ seasaṁaċ
4 do'n dliġe sin agus atáṫaoi-se go léir indiu. [1] Agus
ḋeineas géarleanṁaint go bás ar au sliġe seo, ġá
ngaḃáil, idir ḟearaiḃ agus mnáiḃ, agus ġá dtaḃairt
5 ċun láṁa agus ġá gcur i mbraiġdineas. Ṫug uaċtarán
na sagart, agus na seanóirí, teistiméireaċt dom

[1] *Supra* viii. 3.

air sin; [1]agus fuaras leitireaċa uaṫa ag triall ar
na bráiṫriḃ i nDamascus, ċun iad a ṫabairt liom
anso gaḃṫa go Ierúsalem i dtreó go gcurfí pionós
orṫa. Aċ do ṫárla, agus mé ar an sliġe agus ag 6
teaċt i gcóṁgar do Ḋamascus, i lár an lae, gur lar
am ṫimpal solur iomarcaċ ó neaṁ; Agus gur ṫuiteas 7
ċun tailiṁ agus gur airíġeas an guṫ ġá ráḋ liom:
A Ṡaul, a ṡaul, cad 'n-a ṫaoḃ go ḃfuilir ag géar-
leanṁaint orm? Agus d'ḟreagaras: Cia h-é ṫu, a 8
Ṫiġearna? Agus duḃairt sé liom: Mise Íosa
Nasareit atá agat d'á ġéarleanṁaint. Agus an 9
ṁuinntir a ḃí le m' ċoir ḋo ċonnacadar an solus, aċ
nior airíġdar guṫ an t-é a ḃí ag cainnt liom.* Agus 10
duḃart: Cad tá agam le déanaṁ, a Ṫiġearna? Agus
duḃairt an Tiġearna liom: Eiriġ agus imṫiġ, isteaċ
go Damascus, agus neósfar duit ansan i dtaoḃ na
neiṫ go léir atá agat le déanaṁ. Ansan, mar ġeall 11
ar neart an tsoluir úd, ḃios gan radarc agus do rug
mo ċomrádaiḋṫe ar láiṁ orm agus ṫánag go Damas-
cus. Agus ḃí fear dár ḃ'ainim Ananías. Fear go 12
raiḃ creideaṁaint aige, i dtaoḃ na dliġe, ó n-a raiḃ
de Iúdáċaiḃ 'n-a gcóṁnuiġe sa n-áit. Agus ṫáinig 13
sé ċúgam agus ṡeásaiṁ se am ḟiaḋnaise agus duḃ-
airt sé liom: A Ṡaul, a ḃráṫair, féaċ suas. Agus
d'ḟéaċas-sa air-sean an uair ċéadna. Ansan duḃairt 14
sé: Do ċeap Dia ár sinnsear ṫusa roim ré ċun go
dtuigfá a ṫoil agus go ḃfeicfá an t-Aon Ceart.
agus go n-aireóċfá guṫ a ḃéil; † Óir ḃeiḋ tu ad 15
ḟinné ḋó, i láṫair na ndaoine go léir, ar na neiṫiḃ a
ḋ'airíġis agur do ċonnaicís. Anoir cad é an ríġ- 16
neas so ort? Eiriġ agus baistṫear ṫu agus niġ
díot do ṗeacaí le glaoḋaċ a ainim. Agur nuair 17
a ṫánag tar n-air go Ierúsalem do ṫárla go raḃas
sa teampull ag guiḋe agus gur ṫuit táṁ-néal aigre

[1] *Supra* ix. 2.

* Ver. 9. "Níor airíġdar guṫ." .i. Níor ḟéadadar na focail do ṫuisgint ó na ċéile ḃíoḋ gur airíġdar fuaim na ḃfocal (*supra* ix. 7).

† Ver. 14. "An t-Aon Ceart." .i. Ár Slánuiġṫeóir do ṫaisḃeáin é féin do Pól. Gníoṁ. ix. 17.

18 orm, Agur go bḟeaca é agus go ndubairt sé liom:
Brostuiġ agus imṫiġ go luaṫ a' Ierúsalem, óir ní
19 ġlacfaid siad t'ḟiadnuise ormsa. Agus duḃartsa:
A Ṫiġearna, is eól dóiḃ [1] go mbínnse ag cur na
ndaoine a ċreid ionat-sa isteaċ i bpríosún agus 'ġá
20 mbualaḋ ins na sinagógaiḃ; Agus nuair a ḃí suil
Stioṗáin t' ḟínné-se, d'á dortaḋ [2] ḃíos-sa láiṫreaċ,
agus ḃíos toilṫeanaċ, agus ḃíos ag taḃairt aire
21 do ḃrataiḃ na ndaoine a ḃí 'ġá ṁarḃú. Agus duḃ-
aint sé liom: Imṫiġ leat, óir is ag triall ar na gein-
tiḃ i gcéin a ċuirfead-sa ṫu.
22 D'éisteadar leis go dtáinig an focal san. Anran
d'árduíġdar a nglór agus duḃradar: Cuir as an
23 saoġal a leiṫéid sin. Ní cóir é ḃeiṫ beó. Agus
ḃíodar ag liúiriġ agus ag caiṫeaṁ a mbalcuisí ḋíoḃ
24 agus ag stealladh na cré sa n-aer. Ansan d'órduiġ an
triḃiún é ṫaḃairt isteaċ sa longṗort agus gaḃáil de
sgiúirsíḃ air, agus é ṗianaḋ, ċun go bḟaġaḋ sé amaċ
cad é an ċúis go raḃdar ag liúiriġ mar sin 'n-a
25 ċoinniḃ. Do ċeangaladar Pól le téadaiḃ. Ansan
duḃairt sé leis an dtaoireaċ céad a ḃí 'n-a ṡeasaṁ
i n'aice: An bḟuil ceaduiġṫe ḋaoiḃ gaḃáil de sgiúir-
26 ríḃ ar ḟear Rómánaċ gan é ḋaoraḋ ar dtúis? Nuair
a ḋ'airiġ an taoiseaċ céad an focal san ċuaiḋ sé ag
triall ar an dtribiún agus d'innis sé ḋó e agus duḃ-
airt ré: Cad é seo a ṁeasann tú a déanaṁ? Fear
27 Rómánaċ iseaḋ an duine sin. Ansan do ṫáinig an
triḃiún agus duḃairt sé leis: Innis dom an fear
Rómánaċ tu? Agus duḃairt seisean: Iseaḋ.
28 D'ḟreagair an triḃiún: Ḋíolas-sa mórán airgid as
an bpríḃléid sin a ḋ'ḟáġail. Agus duḃairt Pól: Do
29 rugaḋ mise aṁlaiḋ. D'imṫiġ uaid láiṫreaċ na
daoine a ḃí ċun é ṗianaḋ. Ṫáinig eagla ar an dtri-
ḃiún féin nuair a fuair sé gur ḃ'ḟear Rómánaċ é
agus go raiḃ sé tar éis é ċeangal.

30 Ansan, lár n-a ṁáireaċ an lae sin, ba ṁian leis a
ḋ'ḟáġail amaċ níos cruinne cad a ḃí ag na Iúdaíġ.

[1] *Supra* viii. 3. [2] *Supra* vii. 57.

'á ċur 'n-a leiṫ, agus do sgaoil sé é, agus d'órduiġ sé na sagairt agus an ċómairle do teaċt i bfoċair a ċéile agus ṫug sé Pól amaċ agus ċuir sé os a gcómair é.

## CAIBIDIOL XXIII.

Pól i láṫair na cómairle. Deinid na Iúdaíġ ceilg ċun é ṁarḃú. Curtar go Caesaréa é.

D'ḟéaċ Pól ar an gcómairle agus duḃairt sé: 1
A ḟeara, a ḃráiṫre, tá mo ġnó déanta agamsa i ngaċ
deaġ-ċoínsias, i dtaoḃ Dé, go dtí an lá so indiu
againn. Ansan duḃairt an t-árd-ṡagart, Ananias, 2
leis na daoine a ḃí i n'aice é ḃualaḋ sa ḃéal. Duḃ- 3
airt Pól leis, áṁṫaċ: Buailfiḋ Dia ṫura, a ḟala
*aolta. Tusa aḋ ṡuiḋe ċun ḃreiṫe ṫaḃairt ormsa
do réir na dliġe, agus, i n-aġaiḋ na dliġe, a n-órd-
uíġeann tú mé ḃualaḋ? Agus duḃairt na daoine 4
a ḃí n-a seasaṁ i n'aice: An ag easgainí ar álrdṡagart
Dé ataoi? Agus duḃairt Pól: Ní raiḃ 'ḟios agam, 5
a ḃráiṫre, gur ḃ'é an t-árd-ṡagart é. Óir tá sgríoḃṫa:
[1] Ná taḃair dnoċ-ċainnt d'uaċtarán do ḋaoine.
Aċ ḃí 'ḟios ag Pól gur de sna Saddúcíniġ cuid 6
acu agus gur de sna Fairisíniġ an ċuid eile, agus
duḃairt sé go h-árd: A ḃráiṫre, [2] Fairisíneaċ iseaḋ
mise, mac Fairisíniġ. Is mar ġeall ar ṡúil le h-ais-
eiriġe na marḃ atáim ar mo ṫriail. Nuair a ḃí an 7
méid sin ráiḋte aige d'éiriġ toirmeasg idir na
Fairisíniġ agus na Saddúcíniġ agus deineáḋ ḋá
ċuid de'n ḃuiḋin. [3] Óir deir na Sadducíniġ ná fuil 8
aiseitriġe ann, ná aingeal, ná spiorad. Agus adaṁ-
uíġid na Fairisíniġ gaċ níḋ acu. Ansan d'éiriġ 9
collóid ṁór. Do ṗreab cuid de sna Fairisíniġ 'n-a
seasaṁ agus biodar ag aiġneas agus deiridís: Ní
ḃfaiġmíd aon olc sa duine seo. Má labair spiorad
leis, nú aingeal, cad é sin d'aoinne eile sin. Ansan. 10
nuair a ḃí an sgéal 'n-a ḃruiḋin ċaorṫainn eatarṫa

[1] Exod. xxii. 28. [2] Phil. iii. 5. [3] Maic. xxii. 23.

* .i. a ḋuine atá geal lasmuiċ agus duḃ laistiġ.

ḃi eagál ar an dtrbiún go stracfaidís as a ċéile Pól,
agus d'órduiġ sé do sna saiġdiúirí dul síos agus é
ṫógaint uaṫa agur é ṫaḃairt isteaċ sa longṗort.
11 An oiḋċe 'n-a ḋiaiḋ san do ṡeasaiṁ an Tiġearna
láiṁ leir agus duḃairt re: Ḃí seasaṁaċ! Fé mar
atá fiaḋnuise déanta agat ormsa i n-Ierúsalem
caiṫfir fiaḋnuise déanaṁ orm sa Róiṁ.
12 Aċ nuair a ṫáinig an lá ṫáinig rainnt de sna Iúdaíġ
i bfoċair a ċéile agus ḋearḃuiġdar ná h-íosfaidís bia
agus ná h-ólfaidís deoċ go dtí go mbeaḋ Pól marḃ
13 acu. Ḃí breis agus daċad duine acu ann a ċuir an
14 dearḃú san orṫa féin. Ansan ṫánadar ag triall
ar uaċtaránaiḃ na sagart agus ar na seanóiríḃ agus
duḃradar: Tá ceangal fé easgaine curṫa againne
orainn féin gan aon níḋ do ḃlaise go marḃuiġmíḋ
15 Pól. Anois, d'á ḃríġ sin, cuiriḋ-se agus an ċóṁ-
airle sgéala ag triall ar an dtribiún agus abraiḋ
leis é ċur ċúġaiḃ, fé mar a ḃeaḋ eólus éigin níos
cruinne uaiḃ 'n-a ṫaoḃ. Táimíde ollaṁ agus sar a
sroisiḋ sé siḃse beiḋ sé marḃ againn.
16 Ḃí mac deirḃṡéar do Ṗól ag éisteaċt leis an uisge-
fé-ṫaláṁ. Ṫáinig sé agus ċuaiḋ sé isteaċ sa long-
17 ṗort agus d'innis sé do Pól an sgéal. Ġlaoiḋ
Pól ċuiġe duine de sna taoiseaċaiḃ céad agus duḃ-
airt sé leis: Beir an buaċaill seo ag triall ar an
18 dtribiún; tá níḋ aige le h-innsint dó. Ṫóg seisean
leir é ag triall ar an dtrbiún agus duḃairt sé:
Duḃairt an príosúnaċ, Pól, liom an buaċaill seo
ṫaḃairt ċúġat mar go bfuil ruḋ aige le ráḋ leat.
19 Do rug an tribiún ar láiṁ air, agur d'imṫig sé i leiṫ-
taoiḃ leis agus ċuir sé an ċeist ċuige: Cad é seo
20 atá agat le h-innsint dom? Agus duḃairt seisean:
Tá socair ag na Iúdaíġ ar a iarraiḋ ort Pól do ċur
ag triall orṫa amáireaċ, ċun na cóṁairle, mar
ḋ'eaḋ go dteastuiġeann uaṫa é ċeistiú níos géire
21 ar níḋ éigin. Aċ ná creidse iad. Tá breis agus
daċad fear acu ag faire i gceilg air agus tá ceangal
fé easgaine* curṫa acu orṫa féin gan bia d'iṫe ná

* nú dearḃú fé easgaine.

deoċ a ḋ'ól go marḃuíġid siad é, agus táid siad
ollaṁ anois ag feiṫeaṁ leis an ngeallṁaint uait.
Do ċuir an tribiún uaiḋ an buaċaill agus duḃairt 22
sé leis gan a ḋ'innsint d'aoinne gur ṫug sé an méid
sin eóluis dó féin.

Ansan do ġlaoiḋ sé ċuige beirt taoiseaċ céad 23
agus duḃairt sé leó: Ollṁuiġiḋ dá ċéad saiġdiúir,
agus deiċniuḃar a's trí fiċid marcaċ, agus ḋá ċéad
luċt sleaġ, ó'n dtríṁad h-uair de'n oiḋċe, ċun dul
go Caesaréa; Agus ollṁuiġiḋ eaċra lompair ar 24
a gcuirfid siad Pól ċun é ḃreiṫ slán aġ triall ar
Ḟéilics an goḃernóir. (Mar ḃí eagal air go dtóg- 25
faḋ na Iúdaíġ an éigin é agus go marḃóċaidís é, agus
ansan go ndéanfí tromaiḋeaċt air féin, go ndéarfí
go raiḃ airgead le fáġail aige as.) Asus do sgríḃ 26
sé litir agus duḃairt sé inti:

"Claudius Lusias ċun an ġoḃernóra ró-
uasail, Féilics, sláinte. Do rug na Iúdaíġ ar 27
an ḃfear so agus ḃíodar ar tí é ċur ċun ḃáis.
Do fuaras féin amaċ gur ḃ'ḟear Róṁanaċ é
agus ṫánag orṫa le buiḋin airm agus ṫógas
uaṫa é. Ansan ṫeastuiġ uaim 'ḟios a ḃeiṫ agam 28
cad a ḃí acu 'á ċur 'n-a leiṫ agus ċuireas i láṫair
a gcóṁairle féin é. Fuaras gur neiṫe éiġin 29
a ḃain le n-a ndliġe féin a ḃí acu 'á ċur n-a leiṫ,
agus ná raiḃ aon ċoir déanta aige do ṫuillfeaḋ
ḃás ná ḃraiġdineas. Ansan do h-innseaḋ dom 30
go raiḃ ceilg déanta acu dó aġus ċuireas ag
triall ortsa é, agus duḃart leó-san pé níḋ a
ḃí acu le cur 'n-a leiṫ, é ċur n-a leiṫ ad láṫair-
se. Slán leat."

Ansan do ṫóg na saiġdiúirí leó Pól, fé mar a 31
h-órduíġeaḋ dóiḃ, sa n-oiḋċe, go h-Antipatris,
Agus amáireaċ a ḃí ċúġainn do leogadar do'n ṁarc- 32
ṡluaġ dul leis agus ṫánadar féin ṫar n-ais go dtí
an longṗort. Ċuadar-san go Caesaréa agus ṫuga- 33
dar an litir do'n Ġoḃernóir agus ċuireadar Pól 'n-a
láṫair. Do léiġ sé an litir, ansan d'ḟiafraiġ sé 34
cad é an ceanntar n-ar ḃ' as é, agus nuair a fuair sé
gur ḃ' ó Ċilicia é: Éistfead leat. ar seisean, nuair 35

a ṫiocfaiḋ an ṁuinntir atá ag cur ad leiṫ. Agus d'órduiġ sé é ċur fé ċimeád i gcúirt Héróid.

# Caibidiol XXIV.

Pól 'ġá ċosaint féin i láṫair Féilics, an Goḃernóir. An creideaṁ dá ṁúineaḋ aige dó.

1 Anran, i gcionn ċúig lá, ṫáinir uaċtarán na sagart,
Ananías, anuas agur cuid de sna seanóiríḃ, agur
cainnteóir dár ḃ'ainim Tertullus, agus ċuadar i
láṫair an ġoḃernóra i gcoinniḃ Ṗóil. Do glaoḋaḋ
Pól agur ċrom Tertullus ar é ḋaoraḋ: Adṁuiġ-
2,3 míd i gcóṁnuíġe agus ins gaċ ball, Agus le buiḋċas
mór, a Ḟéilics oirḋeirc, méid na síoṫċána atá againn
de d'ḃarr-sa agus liaċt na neiṫ atá d'á seólaḋ ar
4 leas tréd' ṁórċiall. Aċ, ionus ná cuirfinn a ṫuille
ríġnis ort, iarraim ort éisteaċt, de d'ceannsaċt, le
5 beagán focal uainn. Fuaramair an fear so, i n'ann-
sgian, ag déanaṁ toismisg ameasg na n-Iúdac go
léir ar fuid an doṁain agus 'n-a ċeann ar an aicme
6 annrianta ran, na Nasarénaċ. Do ṁeas sé an
teampall do ṡánú agus do rugamair air agus
ċeapamair breiṫ a ṫaḃairt air do réir án ndliġe.
7 Aċ ṫáinig Lusias, an tribiún, agus neart slóġ aige
8 agus ḃain sé as ár láṁaiḃ é. Agur d',órduiġ sé an
ṁuinntir a ḃí ag cur 'n-a leiṫ do ṫeaċt ad' láṫair-se,
agus féadfair féin a ḋ'ḟáġail uaiḋ, ad ḃreiṫeaṁ,
eólus ar na neiṫiḃ reo go léir atá againne á ċur n-a
9 leiṫ. Ansan d'aontuiġ na Iúdaíġ mar an gcéadna
agus duḃradar go raiḃ san aṁlaiḋ.
10 Ansan d'ḟreagair Pól, (óir do ḃagair an Goḃer-
nóir ċuige labairt):
Ó 's eól dom go ḃfuilir-se ad ḃreiṫeaṁ ar an náis-
iún so le fada 'ḃliantaiḃ is móide sin is fonn liom
11 sásaṁ a ṫaḃairt am ṫaoḃ féin. Is féidir duit a
ḋ'ḟáġail amaċ ná fuil aċ dá lá déag ó ċuar go Ierú-
12 salem ċun aḋarṫa déanaṁ, Agus ní ḃfuaradar me

ag aiġneas le h-aoinne sa teamsull, 'ná ag cruinniú
na ndaoine, ins na sinagógaiḃ, ná ar fuid na caṫ-
araċ; agus ní'l ar a gcumas a ṫaisbeáint duit-se gur 13
fíor ua neiṫe atá acu 'a ċur am leiṫ. Adṁuíġim 14
an méid seo ḋuic, áṁṫaċ, i dtaoḃ ná slíġe seo ar a
dtugaid siad eiriceaċt, sin mar a ḋeinimse seirḃís
do'n Aṫair agus do m'Ḋia, óir creidim gaċ uile níd
atá sgríoḃṫa sa dliġe agus in sna fáiḋiḃ, go ḃfuil 15
mo ṁainiġin agam as Ḋia, fé mar atá acu so féin, go
dtiocfaiḋ aiseiriġe na ndeaġ-daoine agus na ndroċ-
ḋaoine. Táim féin ag déanaṁ mo ḋícill air seo, mo 16
ċoínsias a ċimeád glan i gcóṁnuiġe ċun Dé agus
ċun daoine. Do ṫánag tar éis mórán blian ċun 17
déarca ḋéanaṁ ar mo ḋaoine féin agus ċun ofrá-
laċ a ḋéanaṁ agus ċun móid a ċóṁlíonaḋ. [1] Sa 18
n-obair sin iseaḋ do fuaradar me am ġlanaḋ sa
teampull, agus ní le sluaġ ná le collóid, Aċ rainnt 19
lúdaċ* ó Ásia,—agus ḃí sé ceart iad san a ṫaḃairt
anso ad láṫair agus leogaint dóiḃ neiṫe ċur am leiṫ
má ḃí aon rud am ċoinniḃ acu. Nú abraidís seo 20
féin é, má fuaradar aon ċionntaċt ionam nuair a
ḃíos am ṡeasaṁ i láṫair na cóṁairle, Aċ an t-aon 21
ḟocal aṁáin úd a laḃras amaċ agus me am ṡeasaṁ
eatarṫa: [2] Is i dtaoḃ aiseiriġe na marḃ atá breiṫ
agaiḃse 'á ṫaḃairt ormsa indiu.

Ansan do ċuir Féilics ar cáirde iad, óir do ṫuig 22
sé go cnuinn i dtaoḃ na sliġe sin agus duḃairt sé:
Nuair a ṫiocfaiḋ Lusias, an tribiún, anuas éistfead liḃ.
Agus d'órduiġ sé do'n taoiseaċ céad eisean do 23
ċimeád agus ruaiṁneas a ṫaḃairt dó agus gan aoinne
d'á muinntir a ċosg ar ḟriṫálaṁ a ḋéanaṁ air.

Ansan, tar éis suim laeṫanta, ṫáinig Féilics agus a 24
ḃean, Drúsilla,—lúdaċ aḃ eaḋ í,—agus ġlaoiḋ sé ċuige
Pól agus d'éist sé le tuairisg uaiḋ ar an gcreideaṁ
atá i n-Íosa Críost. Agus ḃí sé ag léiriú ḋó ar 25
ċeart agus ar ġeanmnaiḋeaċt, agus ar an mḃreiṫ-
eaṁantas atá le teaċt, agus ṫáinig criṫeagla ar
Ḟéilics agus duḃairt sé: Imṫiġ anois, aċ nuair a

* .i. do laḃair am ċoinniḃ.

[1] Supra xxi. 26. [2] Supra xxiii. 6.

26 Beid caoi agam cuirfead fios ort. Sa n-am gcéadna
bí sé ag braṫ air ġo dtaḃarfaḋ Pól rainnt airgid dó,
agus uime sin ċuir sé fios go minic air agus ḋein sé
cainnt leis.
27 Aċ d'imṫig ḋá ḃlain, agus ṫáinig Portius Féstus
i n-inead Ḟéilics. Agus mar ṡásaṁ ar na Iúdaíġ
d'ḟág Féilics Pól sa ṗríosún.

# Caibidiol XXV.

Caesar ḋá ġairm ag Pól. Is áil le h-Agrippa, an Rí, eirteaċt leis.

1 Trí lá tar éis teaċt d' Ḟéstus sa ċeanntar ċuaid
2 sé suas ó Ċaesaréa go Ierúsalem. Agus ṫáinig
uaċtaráin na sagart agus uaisle na nIúdaċ ag triall
air i gcoinniḃ Ṗóil agus bíodar a d'iarraid aċainíġe
3 air, A d'iarraid go mbead sé fáḃraṁail dóiḃ 'n-a
ċoinniḃ, go n-órdóċaḋ sé é ṫaḃairt go Ierúsalem,
agus bí ceilg déanta acu ċun go marḃóċaidís é ar
4 an slige. Aċ duḃairt Féstus go gciméadfí Pól i
gCaesaréa agus go mbeaḋ sé féin ag dul ann go luaṫ.
5 Agus, ar seisean, na daoine ar búr measg-sa atá
ábalta air, téidís síos i n-aonḟeaċt liom agus má
tá coir déanta ag an nduine cuiridís 'n-a leiṫ í.
6 Níor ḟan sé 'n-a measg aċ oċt lá nú deiċ lá 'n-a
ḋiaiḋ san, agus ċuaiḋ sé síos go Caesaréa agus an lá
n-a ḋiaiḋ san do ṡuid sé sa tribúnal agus d'órduiġ sé
7 Pól a ṫaḃairt 'n-a láṫair. Do ṫugaḋ, agus do ṡeasaiṁ
'n-a ṫimpal na daoine ṫáinig anuas o Ierúsalem, agus
ċuireadar a lán neiṫe troma'n-a leiṫ, aċ níor ḟéadadar
8 iad a deiṁniú, Mar ḋein Pól iad do ḟreagairt: Ní'l
coir déanta agam i n-aġaid dliġe na nIúdaċ, ná i
9 n-aġaiḋ an teampuill, ná i n-aġaiḋ Ċaesair. Ba ṁian
le Féstus, áṁ, comaoine ċur ar na Iúdaíġ agus
duḃairt sé, ag freagairt Ṗóil: An maiṫ leat dul
suas go Ierúsalem agus go dtaḃarfí breiṫ ort ansan
am láṫair-se, i dtaoḃ na neiṫ seo? Annsan duḃairt
10 Pól: Táim am ṡeasam ag tribiúnal Ċaesair. Is

ann is ceart breiṫ do ḃreiṫ orm. Ní'l coir déanta
i n-aġaiḋ na nIúdaċ agam, mar is eól duit-se go dian-
ṁaiṫ. Má tá coir déanta agam, ná aon níḋ do 11
ṫuillfeaḋ bás, ní'l aon ċur i gcoinniḃ an ḃáis agam; aċ
mura ḃfuil aon níḋ aṁlaiḋ, de sna neiṫiḃ seo atá
acu á ċur am leiṫ. ní'l ar ċumas aon duine me ṫaḃ-
airt suas dóiḃ. Gairmim Caesar. Ansan do laḃair 12
Féstus leis an gcóṁairle, agus d'ḟreagair sé: Do
ġairmis Caesar; go Caesar a raġair.

Agus nuair a ḃí rainnt laeṫanta curṫa ḋíoḃ acu 13
ċuaiḋ Agrippa, an rí, agus Berníce, síos go Caesaréa,
ag fáiltiú roiṁ Ḟéstus. Ḋeineadar riġneas ann 14
ar feaḋ mórán laeṫanta agus d'innis Féstus do'n
rí i dtaoḃ Póil: Fear, ar seisean, a ḋ'ḟág Féilics
anso 'n-a ṗriosúnaċ, Agus nuair a ḃíos i nIerúsalem 15
ṫáinig uaċtaráin agus seanóirí na nIúdaċ ċúġam
ġá iarraiḋ orm é ḋaoraḋ ċun báis. Duḃart leó 16
náċ é béas na Róṁánaċ aon duine ḋaoraḋ ċun báis
gan luċt a ċionntuiġṫe ṫaḃairt os a ċóṁair agus
caoi ṫaḃart dó ar é féin do ċosaint agus ar é féin
do ġlanaḋ ar na coirṫe. Aċ do ṫánadar anso láiṫ- 17
reaċ, agus amáireaċ a ḃí ċúġainn do ṡuídeas sa
tribiúnal agus d'órduiġeas an fear a ṫaḃairt am
láṫair. Ansan d'eiriġ na cionntuiġṫeóirí aċ níor 18
ċuireadar aon rud 'n-a leiṫ n-ar ḟéadas aon droċ-
níḋ ḋ'feisgint ann. Aċ ḃí ceisteana éigin acu 'n-a 19
ċoinniḃ a ḃain le pé deismireaċt creidiṁ atá acu
féin, agus i dtaoḃ Íosa éigin a fuair bás agus go
raiḃ Pól 'ġá ráḋ é ḃeiṫ beó. Níor ṁaiṫ liom 20
féin aon ḃaint a ḃeiṫ agam le níḋ de'n tsórd san
agus d'ḟiafraiġeas de ar ṁaiṫ leis dul go Ierú-
salem ċun go dtaḃarfí breiṫ air ins na neiṫiḃ sin.
Aċ do ḋein Pól gairm, go gcimeáḋfí é ċun go n-aireó- 21
ċaḋ Augustus a ċúis, agus d'orduíġeas é ċimeáḋ
go gcuirfeaḋ ag triall ar Ċaesar é.

Ansan duḃairt Agrippa le Féstus: Ba ṁaiṫ liom 22
féin, leis, an fear san do ċloisint. Cloisfir amáir-
eaċ é, ar seisean.

Amáireaċ a ḃí ċúġainn ṫáinig Agrippa agus Ber- 23
nicé agus leaṫaḋ mór fuṫa, agus ċuadar isteaċ sa

halla éisteaċta, iad féin agus na tribiúin agus
maiṫe móra na caṫaraċ, agus d'órduiġ Féstus Pól
24 a ṫaḃairt 'n-a laṫair. Ansan duḃairt Festus: Á rí
Agrippa agus a ḟeara uile atá againn anso, ċíonn
siḃ an duine sin. Nuair a ḃíos i nIerúsalem ṫainig
an pobul Iúdaċ go léir ċúġmm 'ġá iarraid orm agus
'ġá ráḋ i nguṫanaiḃ árda nár ċeart é ḃeiṫ beó a
25 ṫuille. Aċ níor ḟéadar féin a d'ḟeisgint go raiḃ
aon rud déanta aige do ṫuillfeaḋ bás. Aċ do ġairm
sé féin Augustus agus tá socair agam ar d ċur ċuige.
26 Ní'l aon níd cruinn agam, áṁ, le sgrí 'n-a ṫaoḃ ag
triall ar mo ṫiġearna. Uime sin do ṫugas anso
ċúġaiḃ-se é, agus ċúgat-sa go mór mór, a rí Agrippa,
go gceisteóċaḋ siḃ é agus go mbeaḋ rud agam a
27 sgríḟinn. Óir measaim gur obair mí-réasúnta cime
ċur uaim agus gan a ḋ'innsint cad 'tá 'n-a ċoinniḃ.

# Caibidiol XXVI.

Cúntas ag Pól ḋá ṫaḃairt d' Agrippa ar a ḃeaṫa, ar conus a h-iompuiġeaḋ ċun an ċreidiṁ é, agus ar an obair a ḃí le déanaṁ aige.

1 Ansan duḃairt Agrippa le Pól: Tá cead cainnte ar
do ṡon féin agat. Do ṡín Pól a láṁ agus ċrom sé
ar a sgéal a ḋ'innsint.
2 Is maiṫ an ḃail orm, dar liom, a rí Agrippa, gur
ad laṫair-se atá orm me féin a ċosaint indiu ar na
3 neiṫiḃ seo go léir atá ag na Iúdaíġ 'á ċur am leiṫ, Go
mór mór, toisg eolus a ḃeiṫ agat ar na nósaiḃ agus
ar na ceisteanaiḃ atá ameasg na n-Iúdaċ. Uime
sin iarraim ort éisteaċt go foiḋneaċ liom.
4 Tá aiṫne ag na Iúdaíġ go léir ar an saġas ḃeaṫa
ċaiṫeas ó m'óige, óir is ameasg mo náisiúin féin
5 i nIerúsalem a ċaiṫeas í. Tá ḟios acu, (dá mba
maiṫ leó é ḋ'innsint i ḃfiadnuise), gur ṁaireas, do
réir na h-aicme is deiṁniġṫíġe i n-ár gcreideaṁ,
6 am Ḟairisíneaċ. Agus tá breiṫ 'á ṫaḃairt orm anois
mar ġeall ar an mainiġin atá agam as an ngeallaṁ-

aint a ṫug Dia d'ár n-aiṫreaċaiḃ, An ġeallaṁaint 7
sin go ḃfuil an dá ṫreiḃ déag againn, atá ann, ag
déanaṁ réir Dé do ló agus d'oiḋċe, ag braṫ ar í
ḋ'ḟagáil. Isí an ṁainiġin sin atá ag na Iúdaíġ 'á ċur
am leiṫ-se, a rí. Cad 'n-a ṫaoḃ náċ féidir, dar 8
liḃse, a ċreideaṁaint go n-aiṫḃeóḋann Dia na mairḃ?

Ḃí sé buailte isteaċ am aigne-se féin go raiḃ 9
ceangailte orm mórán neiṫe déanaṁ i gcoinniḃ ainime
Íosa Nasareit. [1] Agus do deineas, i nIerúsalem. 10
Ċuireas mórán daoine naoṁṫa isteaċ i bpríosúnaiḃ.
Fuaras úġdarás ó uaċtaránalḃ ná sagart agus nuair
a ḃídís (na naoiṁ) le cur ċun ḃáis is mise ṫugaḋ
an t-órdú liom ċuige. Agus ins na sinagógaiḃ 11
go léir ḃínn go mlnic ag cur pionóis orṫa, agus
ċuirinn ḟiaċaiḃ orṫa diaṁaslaḋ déanaṁ, agus do
méaduiġeaḋ mo ḃuile 'n-a gcoinniḃ i dtreó go mḃínn
'ġá ngéarleanṁaint isteaċ ins na caṫaraċaiḃ lasaċta
féin.

[2] Agus ḃíos ag dul go Damascus ar an inntinn 12
sin agus úġdarás agus cead agam ó uaċtaránaiḃ na
sagart. Agus, a rí, do ċonnac ar an sliġe i lár an 13
lae, ag taiṫneaṁ am ṫímpal agus ṫimpal ar na daoine
a ḃí le m'ċois, solas as na flaṫais agus é níos treise
ná solus na gréine. Agus ṫuiteamair go léir ċun 14
tailiṁ, agus d'airiġeas-sa an ġuṫ ag laḃairt liom sa
teangain Eaḃra: A Ṡaul, a Ṡaul, cad ċuige duit
ḃeiṫ 'am ġéarleanṁaint? Is deacair duit ḃeiṫ ag
speaċuíol i n-aġaiḋ an ṗriocaire.

Agus duḃart-sa: Cia h-é ṫu, a Ṫiġearna? Agus 15
duḃairt an Tíġearna: Mise Íosa atá agat d'á ġéar-
leanṁaint. Aċ eiriġ agus seasaiṁ ar do ċosaiḃ, 16
óir is ċuige ṫaisbeánas me féin duit ċun go ndéan-
fainn díot seirḃíseaċ agus fínné ar na neiṫiḃ a ċonn-
aicís agus ar na neiṫiḃ 'na ḃfeicfir me, 'Gat ṫaḃairt 17
saor ó'n bpobul agus ós na geinte na ḃfuilim 'ad
ċur ċúċa anois, Ċun a súl a osgailt dóiḃ ionus go 18
n-iompóċaidís ó'n ndoinċeaċt ċun an tsoluis agus
ó ċóṁaċt Ṡátain ċun Dé, ionus go ḃfalġdís maiṫ-

[1] *Supra* viii. 3. [2] *Supra* ix. 2.

eaṁnaċas peacaí agus ineaḋ ameasg naoṁ tríd
an gcreideam atá ionamsa.
19 Dá bríġ sin, a rí Agrippa, níor ṫugas-sa diúlta
20 do'n saḋarc ó neaṁ, [1] Aċ do ċraoḃsgaoileas é,
do'n ṁuinntir atá i nDamascus ar dtúis, agus
i nIerúsalem, agus i gcríċ Iúdaea ar fad, agus do
sna Geintiḃ ionus go ndéanfaidís aiṫríġe agus go
n-iompóċaidís ar Dia, ag déanaṁ diongaḃála na
21 h-aiṫriġe d'oibreaċaiḃ. Mar ġeall air sin iseaḋ
[2] do rug na Iúdaíġ orm nuair bíos sa teampull agus
22 ṁeasadar me ṁarḃú. Aċ do ċaḃruiġ congnaṁ Dé
liom agus táim am ṡeasaṁ go dtí an lá indiu, ag
déanaṁ fiaḋnuise do ḃeag a's do ṁór, gan aon rud
do ráḋ larmuiġ de sna neiṫiḃ aduḃairt na fáide a
23 bí le teaċt agus Maois, Go ndéanfaḋ Críost fulag
agus gur b'é an ċéad duine é d'eireóċaḋ ós na mairḃ
agus do noċtfaḋ an solus do'n ṗoḃul agus do sna
Geintiḃ.
24 Le linn na cainnte sin do ráḋ ḋó agus é ġá ċosaint
féin duḃairt Féstus do ġuṫ árd: As do ṁeaḃair
atáoi, a Póil. Tá iomaḋ léiġinn 'aḋ ċomáint as do
25 ṁeaḃair. Nílim as mo ṁeaḃair, a Ḟéstuis oirḋeirc.
26 Táim ag innsint na fírinne gan ḃaois. Tá eolus ar
na neiṫiḃ seo ag an rí atá ag éisteaċt le m'ċainnt gan
sgáṫ; óir ní ṁeasaim gun féidir aon níd acu ḃeiṫ las-
muiġ d'á eólus. Ní h-i gcúinne a deineaḋ aon níḋ
27 acu. An gcreideann tú na fáide, a rí Agrippa?
28 Tá 'ḟios agam go gcreideann tú. Ansan duḃairt
Agrippa le Pól: Is ḃeag ná go n-áitíġeann tú orm
29 iompáil am Críostaíde. Agus duḃairt Pól: Go
dtugaid Dia ḋom, 'n-a ḃeag a's 'n-a ṁór, ní h-aṁáin
tusa aċ gaċ a bfuil de ḋaoiniḃ anso ag éisteaċt liom
d'iompáil ar an gcuma san agus iad a ḃeiṫ mar me
féin, aċ gan na slaḃraí seo ḃeiṫ orta.
30 Ansan d'eiriġ an rí agus an goḃernóir agus Ber-
nícé agus a raiḃ 'n-a suiḋe 'n-a bfoċair. Agus
d'imṫíġdar i leiṫ taoiḃ agus bíodar ag cainnt, agus
duḃradar: Ní'l aon rud déanta ag an nduine sin a

[1] *Supra* ix. 20. [2] *Supra* xxi. 31.

ṫuillfeaḋ ḃás ná braiġdineas dó. Agus duḃairt 32
Agrippa le Féscus: D'ḟéadfí an duine sin do leog-
aint ċun siúḃail mura mbeaḋ gur ġairm sé Caesar.

# Caibidiol XXVII.

Curtar Pól ar bórd luinge ċun dul sa Róiṁ. A ṫaisteal agus a longḃrise.

Ansan, do socaruiġeaḋ ar ḋul ar uisge go dtí 1
an Eadáil agus ar Ṗól agus na príosúnaiġ eile ṫaḃ-
airt ar láim do ṫaoiseaċ céad dár ḃ'ainim Iúlius,
de ḃuíḋin Augustuis, [1]Agus ċuamair ar bórd luinge 2
Adruméṫíge, ċun go seólfaimís fan ċiuṁais ṫráġa
na h-Ásia, agus ṫógamair ár seólta. Agus d'ḟán
i n-ár bfoċair Aristarcus an Macedonaċ, ó Tessa-
loníca.

Ṫánamair an lá 'n-a ḋiaiḋ san go Síḋón. Agus ḃí 3
Iúlius ceannsa le Pól agus do leog sé ḋó dul ċun
a ċáirde agus aire ṫaḃairt dó féin. Ansan d'ḟága- 4
mair an áit sin agus ṡeólamair ar sgáṫ Ċúpruis mar
ḃí an ġaoṫ i n-ár gcoinniḃ. Agus ṡeólamair tré 5
ḟaraige Ċilicia agus Ṗamṗilia, agus ṫánamair go dtí
Lustra, atá i Lucia, Do fuair an taoiseaċ céad, sa 6
n-áic sin, long Alecsandríneaċ a ḃí ag dul san-Eadáil
agus ċuir sé uirṫi sinn.

Ansan ḃíomair ag gluaiseaċt go ríġin ar feaċ 7
mórán laeṫanta teaċt aċ ar aġaiḃ Ċniduis, mar
ḃí an ġaoṫ 'ġár gcosg, agus ṡeólamair i gcóṁgar do
Ċréta, láṁ lé Salmóné. Do ṡeolamair ṫar an áit 8
sin, agus ba ḋeacair é, agus ṫánamair go dtí áit ar
a dtugtí Deaġċuanta, i n-aice le caṫair Talassa.

Ansan ḃi mórán aimsire caiṫte agus ḃí taisdeal 9
faraige contaḃarṫaċ mar ḃí aimsir an trosgaiḋ
imiġṫe, agus ḃí Pól ag taḃairt cóṁairle a leasa
ḋóiḃ, 'Ġá ráḋ leó: A ḟeara, ċím go bfuil tráċt na 10
faraige ag tusnú ar ḃeiṫ ana-ḋíoḃálaċ agus ana-
ċontaḃartaċ, ní h-amáin do'n luing agus do'n méid

[1] 2 cos. xi. 25.

11 ualaiġ atá inti aċ d'ár n-anam féin ċóṁ maiṫ. Aċ
ba ṁó an tsuim a ċuir an taoiseaċ céad i ngiolla
na luinge agus i máiġistir na luinge 'ná i gcainnt Póil.
12 Agus toisg gan an cuan san a ḃeiṫ oireaṁnaċ go maiṫ
ċun an ġeiṁriḋ a ċaiṫeaṁ ann do ċóṁairliġ an ċuid
ba ṁó ḋíoḃ imṫeaċt as agus féaċaint an ḃféadfaidís
dul agus an geiṁreaḋ ċaiṫeaṁ i ḃFoenícé, cuan de
ċuantaiḃ Ċréta atá ag féaċaint siar ó ḋeas agus siar
ó ṫuaiḋ.
13 Do ṡéid an ġaoṫ andeas dóiḃ agus ṁeasadar go
raiḃ gaċ níḋ ar a dtoil acu agus ġluaiseadar ó
14 Assan agus fan ċiuṁais tráġa Ċréta. Aċ go luaṫ
'n-a ḋiaiḋ san d'eiriġ n-a coinniḃ go stoirmeaṁail
15 an ġaoṫ ar a dtugtar Euroacuiló. Do sguabaḋ
ċun siúḃail an long mar níor ḟéad sí cur i gcoinniḃ
na gaoiṫe, agus do sgaoileaḋ leis an ngaoiṫ sinn.
16 Do coṁáineaḋ isteaċ sinn fé sġáṫ oileáin dár ḃ'ainim
Cauda, agus is ar éigin ḟéadamair an bád do ṫógaint
17 ċúġainn; Do ṫógadar é agus ḋeineadar úsáid de
ċaḃarṫaiḃ agus ċuireadar fúnsaí fé'n luing; agus
le h-eagla go dtuitfidís isteaċ sa ḃeó-ġainiṁ do
leagadar na seólta, agus ḃíodar ag imṫeaċt ar an
18 gcuma san. An lá 'n-a ḋiaiḋ san ḋeineadar caiṫ-
eaṁ amaċ, óir ḃíomair ġár suaṫaḋ go ró-ṁór leis
19 an stoirm. Agus an tríṁaḋ lá do ċaiṫeadar amaċ
20 le n-a láṁaiḃ féin gléas na luinge. Ansan ḃíomair
mórán laeṫanta gan grian na réiltín a ḋ'ḟeisgint,
agus stoinm nár ḃeag ag bagairt orainn, i dtreó go
raiḃ gaċ súil le n-ár dteaċt slán imiġṫe.
21 Agus ansan, tar éis iad a ḃeiṫ abfad gan bia
ċaiṫeaṁ, do ṡeasaiṁ Pól eatarṫa agus duḃairt sé:
A ḟeara, Is mairg nár glacaḋ mo ċóṁairle-se agus
gan imṫeaċt ó Ċréta, agus dul ó'n ndíoḃáil seo
22 agus ó'n gcailleaṁaint seo. Agus anois iarraim
oraiḃ misneaċ a ḃeiṫ agaiḃ. Ní caillfar aon duine
23 agaiḃ, aċ an long aṁáin. Óir do ṡeasaiṁ taoiḃ liom
anoċt aingeal Dé, n-ar leis mise agus dá ndeinim
24 seirḃís, Agus duḃairt sé: Ná bíoḋ eagal ort, a Póil.
Ní foláir duit seasaṁ i láṫair Ċaesair; agus féaċ,
gaċ a ḃfuil de ḋaoine ar aon luing leat táid siad

bronnta ag Dia ortsa. D'á ḃríg sin glacaiḋ mis- 25
neaċ, a ḟeara; óir creidim-se ó Ḋia, fé mar a duḃraḋ
liom, gur mar sin a ḃeiḋ. Aċ ní foláir dúinn dul 26
isteaċ ar oileán áiriṫe.

Aċ nuair a ṫáinig an ceaṫrṁaḋ oiḋċe déag orainn 27
agus sinn ag imṫeaċt sa n Adria tímpal an ṁeadon
oiḋċe, ṁeas na máirnéalaiġ go ḃfeacadar tír éigin.
Do leogadar síos an luaḋ agus fuaradar fiċe feáḋ 28
ar doiṁneas, agus nuair a ḋruideadar tamall beag
ó'n áit sin fuaradar cúig ḟeáḋ déag. Ḃí eagal orṫa 29
go raiġmís i n-áit ġarḃ agus ċuireadar amaċ ceiṫre
h-ancairí ó'n stiúir, agus b'é b'ḟada leó go mbeaḋ
sé 'n-a lá. Ansan do ṁeas na máirnéalaiġ teiṫe as 30
an luing. Do leogadar síos an báḋ, mar ḋ'eaḋ gur
ṫeastuiġ uaṫa ancairí ċur amaċ ó ṫusaċ na luinge.
Aċ duḃairt Pól leis an dtaoiseaċ céad agus leis 31
na fir armṫa: Mura ḃfanaid siad san sa luing ní
féidir daoiḃ-se dul slán. Ansan do ġearr na saiġ- 32
diúirí téada an ḃáid agus do leogadar dó tuitim
sa n-uisge.

Agus nuair a ṫusnuiġ an solus ar ṫeaċt d'iarr 33
Pól orṫa go léir bia ċaiṫeam, agus duḃairt sé: Sidé
an ceaṫrṁaḋ lá déag agaiḃ ag feiṫeaṁ agus siḃ i nḃúr
dtrosgaḋ, gan aon níḋ a ṫógaint. D'á ḃríġ sin 34
iarraim oraiḃ anois bia do ċaiṫeaṁ ar son ḃúr
sláinte, óir ní caillfar oireaḋ agus ruiḃe gruaige
de ċeann aon duine agaiḃ. Nuair a ḃi an méid sin 35
ráiḋte aige do ṫóg se arán agus ġaiḃ se ḃuiḋċas le
Dia os a gcóṁair go léir, agus ḃris sé an t-arán
agus ċrom sé ar iṫe. Ansan ṫáinig suaiṁneas 36
aigne orṫa go léir agus ṫógadar an ḃia. Dá ċéad 37
duine agus sé ḋuine ḋéag a's trí fiċid againn iseaḋ
a ḃí sa luing ar fad. Nuair a ḃí a nḋóṫin ḃíḋ iṫte 38
acu ċaiṫeadar an ċruiṫneaċt amaċ sa ḃfaraige ċun na
luinge d'éadtromú.

Ansan, nuair a ḃí sé 'n-a lá, níos aiṫniġdar an tír, 39
aċ ṫugadar fé ndeara ḃléin 'na raiḃ tráiġ inti agus
ċeapadar, d'á mb' ḟéidir é, go sáḋfaidís an long
isteaċ inti. Ansan do ṫógadar na h-ancairí agus 40
do sguradar na stiúireana agus d'árduiġdas an

seól mór ċun na gaoiṫe agus do ġluaiseadar leis
an ḃfaraige, aċ do stiúruiġdar í fé déin na tráġa.
41 Do ċuiteamair isteaċ i n-áit a ḃí idir ḋá ḟaraige
agus do buaileaḋ an lonġ uim ċalaṁ i dtreó go
raiḃ a tusaċ daingean agus gur ḃris neart na faraige
a deire.
42 Ansan do ṁeas na saiġdiúirí na príosúnaiġ a ċur
ċun báis le h-eagla go snáṁfaḋ cuid acu agus go
43 n-imṫeóċaidís. Aċ ní leogfaḋ an taoiseaċ céad
dóiḃ é, mar ṫeastuiġ uaiḋ Pól do ḃreiṫ saor, agus
d'órduiġ sé do'n ṁuinntir go raiḃ snáṁ acu iad
féin do ċaiṫeaṁ amaċ ar dtúis agus iad féin a ṡáḃáil
44 agus dul i dtír. Agus do rugaḋ an ċuid eile amaċ,
cuid acu ar ċláraċaiḃ agus cuid acu ar neiṫiḃ a ḃain
leis an luing. Agus mar sin do ṫárla go ndeaġaiḋ
ġaċ duine acu beó amaċ ar an dtalaṁ tirim.

## Caibidiol XXVIII.

Pól i Melita ar feaḋ trí ṁí. A ṫa steal airís ar an ḃfaraige. A ṫeaċt ċun na Róṁa. A ċóṁráḋ leis na Iúdaíġ a ḃí sa ċaṫair.

1 Agus ansan nuair a ḃíomair tar éis dul slán fuar-
amair amaċ gur Melita a tugtí ar an oileán. Do
2 ġlac na daoine iasaċta san go ceannsa sinn. Do
lasadar teine agus ċuireadar compórd orainn, mar
3 ḃí fearṫainn ag teaċt agus ḃí fuaċt ann. Ansan ḃí
Pól tar éir rainnt adṁaid ċrín do ḃailiú agus do ċur
ar an dteine, agus do léim aṫair niṁe, ag teiṫe ó'n
4 dteas, agus do rug sí ar láiṁ air. Nuair a ċonnaic
na daoine iasaċta an ṗiast ar sile as a láiṁ duḃradar
le n-a ċéile: Is aṁlaiḋ a ṁairḃ sé duine agus bíoḋ
go dtáinig sé saos ó'n ḃfaraige ní leogtar beó ó'n
5 ndíoltas é. Ansan do ċroṫ seisean an ṗiast isteaċ
6 sa teine agus ní raiḃ aon díoḃáil déanta ḋó. Aċ
ṁeasadar go dtusnóċaḋ sé ar at agus go dtuitfeaḋ
sé marḃ gan ṁoill. Ḃíodar ag feiṫeaṁ leis rin, aċ
nuair a ċonnacadar ná raiḃ aon níḋ ag imṫeaċt air
d'aṫaruíġdar a n-aigne agus duḃradar gur ḋia
éigin é.

Sa n-áit sin iseaḋ ḃí talaṁ an ḟir a ḃí n-a ċeann 7
ar an oileán. Publius ab ainim ḋó. Do ġlac sé sinn
agus ċuir sé cóir orainn go fial ar feaḋ trí lá.
Agus do ṫárla go raiḃ aṫain Ṗuḃliuis 'n-a luiġe le 8
h-éagcrúas agus le teinneas cuirp. Ċuaiḋ Pól
isteaċ ag triall air agus ḋein sé guiḋe ar a ṡon agus
ċuir sé a láṁa air agus do leiġis sé é. Ansan, gaċ 9
a raiḃ de ḋaoine ar an oileán go raiḃ gearánta orṫa
ṫánadar agus do leiġiseaḋ iad. Agus ṫugadar 10
onóir Ṁór dúinn, agus nuair a ḃíomair ċun dul ar
luing ṫugadar dúinn na neiṫe a ḃeaḋ ríaċtanaċ dúinn.

Tar éis trí ṁí do ġluaireamair, ar luing Alec- 11
sandríniġ a ḃí tar éir an ġeíṁriḋ a ċaiṫeaṁ ag an
oileán. Agus na Castóirí an suaṫantas a ḃí uirṫi.
Agus ṫánamair go Suracúsa agus d'fanamair trí 12
lá ann. Ó'n áit sin do ṡeólamair tímpal fan ua tíre 13
agus ṫanamair go dtí Régium, agus tar éis aon lae
aṁáin do ṡéid an ġaoṫ andeas agus ṫánamair go
Puṫeolí. Fuaramair bráiṫre sa n-áit sin agus 14
d'iarradar orainn fanṁaint 'n-a bfoċair agus
d'fanamair seaċt lá. Agus ansan ṫánamair go dtí
an Róiṁ. Agus as ran, nuair airiġ na bráiṫre é, 15
do ċruinníġdar ċúġainn go Forum Appiuis agus ċun
na dTrí dTaḃairne, agus nuair a ċonnaic Pól iaḋ
ṫug se buiḋċas do Ḋia agus ṫáinig misneaċ dó.

Agus nuair a ḃíomair tagaiṫe ċun na Róṁa —do 16
tugaḋ cead do Pól fanṁaint i n'áit ċóṁnuiġṫe féin
agus fear cimeádta, arṁṫa, i n'foċair.

Ansan, tar éis an tríṁad lae, do ġlaoiḋ sé ċuige 17
maiṫe na nIúdaċ. Nuair a ṫánadar i bfoċair a céile
duḃairt sé leó: A ḟeara, a ḃráiṫre, do tugaḋ mise
gaḃṫa, ó Ierúsalem, i láṁaiḃ na Róṁánaċ, agus gan
aon níḋ agam 'á ḋeanaṁ i gcoinniḃ na ndaoine ná
i gcoinniḃ nós ár sínsear. Do ṫrialaldar mé agus 18
ḃíodar ċun mé leogaint saortoisg ná fuaradar aon
ċúis ḃáis ionam. Aċ do ċuir na Iúdaiġ 'n-a ċoinniḃ sin 19
i dtreó go mḃ' éigin dóm Caesar do ġairm, agus ní
h-aṁlaiḋ a ḃí aon níḋ agam lé cur i leiṫ mo náisiúin

20 féin. Siné cúis n-ar iarras siḃre a ḋ'feisgint agus
labairt liḃ. Mar ġeall ar an nDóċas atá i n-Israél
21 iseaḋ atá an slaḃra so casta ormsa. Agus dúḃ-
radar-san leis: Ní ḃfugramair-ne litreaċa ad ṫaoḃ
ó Iúdaéa, ná níor ṫáinig aoinne de sna bráiṫriḃ ag
22 innsint ná ag labairt aon ḋroċ-níḋ ad ṫaoḃ. Aċ
iarraimíd ort a d'innsint dúinn cad is dóiġ leat;
óir i dtaoḃ na h-aicme seo, is eól dúinn go ḃfuil-
cear ag gaḃáil 'n-a gcoinniḃ ins gaċ aon ḃall.
23 Ansan do ċeapadar lá ḋó, agus ṫáinig a lán acu go
dtí an lóisdín ċuige, agus do ṁíniġ sé ḋóiḃ ríġeaċt
Dé agus ṫug sé fiaḋnuise ḋóiḃ air. Agus ḃí sé ó'n
maidin go dtí an tráṫnóna ag cur 'n-a luiġe orṫa
i dtaoḃ Íosa, a' dliġe Ṁaoise agus as na fáiḋiḃ.
24 Agus do ċreid cuid acu ins na neiṫiḃ a duḃraḋ, agus ḃí
25 cuid acu, áṁṫaċ, nár ċreid. Agus ḃíodar ag imṫeaċt
gan ḃeiṫ ar aon-aigne, i dtreó go nduḃairt Pól an
t-aon ḟocal amáin: Is maiṫ aduḃairt au Spiorad Naoṁ
26 é le n-ár n-aiṫreaċaiḃ tré ḃéal an ḟáid Isáias, Mar
a ndeir sé: [1] Imṫiġ ag triall ar an bpobul san
agus abair leo: Cloisfiḋ siḃ leis an gcluais agus ní
ṫuigfiḋ siḃ, agus ċífiḋ siḃ leis an súil agus ní ṫaḃ-
27 arfaid siḃ fé ndeara; Óir tá croiḋe an ṗobuil seo
tuitiṫe i ḃfeóil, agus le n-a gcluasaiḃ ḋeineadar
éisteaċt ḋúr, agus do ḋúnadar a súile, le h-eagla
go ḃfeicfidís le n-a súiliḃ agus go n-aireóċaidís le
n-a gcluasaiḃ agus do dtuigfidís le n-a gcroiḋe
agus go n-iompóċaidís agus go slánóċainn iad.
28 Dá ḃríġ sin bíoḋ agaiḃ fios an méid seo, go ḃfuil an
slánú so ó Ḋia d'á ċur ag triall ar na Geintiḃ, agus
29 éistfid siad leis. Nuair a ḃí an méid sin ráiḋte
aige d'imṫiġ Iúdaíġ amaċ uaiḋ, agus aiġneas mór
acu eatarṫa féin.
30 Ansan d'ḟan sé ḋá ḃliain ar fad 'n-a ṫiġ féin, agus
ġlac sé gaċ aoinne do ṫáinig ag triall air. Agus
ríġeaċt Dé aige 'á ċraoḃsgaoile, agus é ag múine
na neiṫ a ḃaineann leis an dTiġearna Íosa Críost
le lán-ṁisneaċ agus gan ċosg.

[1] Isaias vi. 9; Maiṫ. xiii. 14; Marc. iv. 12; Lúc. viii. 10;
Eóin xii. 40; Róṁ. xi. 8.

